The Standard Library of Irish Authors

# Brian Óg



Pádraig Ó Conaire

The Educational Company of Ireland Limited

# Brian Óg

Pádraig Ó Conaire
Do Sgríoḃ




Coṁluċt Oideaċais na hÉireann, Teór.,
89 Sráid Tálbóid, Baile Áṫa Cliaṫ.
11 Sráid Pádraig i gCorcaiġ.

# Brian Óg.

Ḃí Brian Óg Ó Dálaiġ n-a áḃḃar sagairt i gColáisde na nGaeḋeal i Liosbon sa mbliaḋain 1689, aċt ḃí ceapṫa aige éirġe as, agus a ḋul abaile go hÉirinn. Ḃí an fear óg sátaċ buarṫa n-a intinn nuair ṡocruiġ sé é sin a ḋéanaṁ—céard déarfaḋ a anamċara agus a ḟear gaoil, an t-Aṫair Doiminic Ó Dálaiġ leis nuair d'innseóċaḋ sé ḋó nár ṁaiṫ leis beiṫ n-a ṡagart, agus naċ mbéaḋ? Céard déarfaḋ a aṫair dílis féin leis, a mb'é mian a ċroiḋe a ċúigeaḋ mac beiṫ n-a ṡagart, ar nós gaċ cúigeaḋ mac dá ḃunaḋ le oċt nglún roiṁe? Aċt ní gairm sagartaċta ḃí ag Brian Óg na nÉaċt Ó Dálaiġ aċt gairm saiġdiúraċta, agus cuma cé'n cutaċ béaḋ ar a aṫair nó ar a anamċara, is n-a ṡaiġdiúr béaḋ sé. Claiḋeaṁ a béaḋ 'n-a glaic aige agus ní leabar urnuiġṫe; casóg ṡaiġdiúra béaḋ n-a timċeall agus ní casóg ċléiriġ; agus nuair béaḋ a ré ṫart ar an saoġal seo, ní i n-aice na haltóra i dteampoll cuirfiḋe é, aċt faoi 'n bḟód ar ṗáirc an ċaṫa.

Ḃí sé ag iarraiḋ an méid sin a sgríoḃaḋ i litir ċuig a aṫair agus é n-a ṡuiḋe faoi ċrann i bḟaiṫċe an Ċoláisde lá breáġ gréine i dtosaċ na Bealtaine sa mbliaḋain a luaḋaḋ. Aċt ḃí fios ag an bḟear óg go rí-ṁaiṫ naċ bḟeicfeaḋ a aṫair an litir sin a ḃí ġá sgríoḃaḋ aige coiḋċe, mar ní cuirfiḋe ċun bealaiġ í. An iomarca d'fonn saiġdiúraċta agus do ṁolaḋ na

saiġdiúraċta ḃí sa litir sin ṡíl an fear óg nuair ḋ'aṫléiġ sé í. D'ḟág sé a leaḃar sgríoḃṫa ṫart ar an ḃféar agus ḋ'ḟéaċ sé ṫairis.

Ḃí na maca léiġinn eile n-a ḃfóirniḃ beaga ṫart ar fud na páirce ag imirt a gcuid cleas ar a dtoil féin. Cuid aca caiṫte ar a sáiṁín soġa faoi na crannaiḃ dráisce a ḃí beagnaċ faoi ḃláṫ, agus iad ag cainnt nó ag léiġṫeóireaċt; cuid eile ḃí níos fuinneaṁla b'éidir, ag bualaḋ báire agus iad roinnte de réir na gCúigí; cuid eile ag caiṫeaṁ na meaḋċan—aċt an ċuid is mó aca is ag cleaċtaḋ airm faoḃair a ḃíodar. Claiḋiṁte Spáinneaċa ḃí aca, aċt de réir riaġlaċa an Ċoláisde, ní raiḃ sé de ċead ag aon ṁac léiġinn claiḋeaṁ noċt a oibriú. B'éigin báirr na lann a ḃeiṫ clúdaiġṫe aca ar eagla na timpiste, nó ar eagla go mbrisfeaḋ an droċfuil amaċ dá mbuiḋeaċas.

Agus ṡíl Brian Óg na nÉaċt Ó Dálaiġ de'n ċéad uair, agus é ag dearcaḋ ar an obair a ḃí ar siuḃal ag a ċoṁsgoláiriḃ, go mba ċosaṁla le Coláisde Saiġdiúraċta an áit ná le Coláisde Sagartaċta. Ba ṁór an misneaċ ṫug an smaoineaḋ sin do'n fear óg: de réir gaċ cosaṁalaċta, ní leaḃair salm ab' ḟeárr leis na macaiḃ léiġinn seo aċt an oireaḋ leis féin, aċt airm; ní ceól na gclog ab' annsa le n-a gcroiḋe aċt ceól binn aoiḃinn na gclaiḋeaṁ cruaiḋ cruaiċ agus spréaċarnaiġ ag eirġe asta agus iad ag bualaḋ i n-aġaiḋ a ċéile; agus cárḃ fios dó, ós aṁlaiḋ ḃí an sgéal ag a ċoṁsgoláirí, naċ raiḃ cuid ṁaiṫ aca n-a leiṫéid ċéadna de ċás leis féin? Cárḃ fios dó nár ṁó de ṁianaċ an tsaiġdiúra ḃí ionnta ná de ṁianaċ an tsagairt? Níor ḃuail an smaoineaḋ sin ariaṁ ċeana é, aċt ba ṁór an misneaċ ċuir sé ann nuair a ḃuail. Ċeap sé ó ṫáinic an smaoineaḋ ċuiġe eirġe as

an sagartaċt le ḋul n-a ṡaiġdiúir, go raiḃ sé n-a ċaḋain aonraic imeasg daoine agus naċ raiḃ i ndán dó aċt a anam a ċailleaḋ. Tuigtear naċ raiḃ Brian Óg na nÉaċt Ó Dálaiġ fiċe bliaḋan d'aois!

Ṫosaiġ sé ar an litir a mba ṁian leis ċur ċuig a aṫair d'atsgríoḃaḋ.

"Do Ṫaḋg Mór na mBéimeann Ó Dálaiġ, buaiḋ agus beannaċt agus gean ó n-a ṁac ionṁuin Brian ——"

Ní raiḃ aċt an méid sin sgríoḃta aige nuair dob éigin dó stad. Seaḋ, cé'n ċaoi a bféadfaḋ sé a sgéal innseaċt dá aṫair? Cé'n ċaoi a dtosnóċaḋ sé? Cé'n ċaoi le n-a ráḋ, ionnos go dtuigfeaḋ a aṫair é? Ṫóg sé na súile. Ċuir sé bárr na cleite n-a ḃéal, aċt níor táinic na focla ċuige ó'n gcleite. Mar sin féin, tosaiġ sé ag sgríoḃaḋ, aċt ní ar an rud a ḃí sé a ḋéanaṁ ḃí a aire, aċt ar an mbeirt a ḃí cleaċtaḋ claiḋiṁ i bfogus dó faoi ċrann, agus dream beag eile ġá ngríosaḋ.

Píosa d' "Aṁrán an Claiḋiṁ" d'ḟoġluim sé ó n-a ṡeanaṫair, a ḃí n-a ċaiptín ag Aoḋ Rua Ó Néill ag Cinn tSáile agus ag Eoġan Rua Ó Néill ag Beann Buirb, a ḃí sgríoḃta ag Brian Óg an nÉaċt!

Dún sé a leaḃar agus d'imtiġ leis *fá déin na bfear claiḋiṁ. * towards.

Ceallaċánaċ ó Ċorcaiġ agus Doṁnallaċ ó Ṫír Conaill a ḃí i n-aġaiḋ a ċéile, agus ó ḃí cáil gaisgiḋiġ claiḋiṁ ar an mbeirt, ba ṁór an spéis do cuireaḋ sa gcoiṁlint. Go deiṁin b'iad an beirt ba ṫréise agus ba ċlisde le claiḋeaṁ ar an gcéad go leiṫ ógḟear dá raiḃ i gColáisde San Doiminic i Liosbon an tráṫ sin iad. Beirt ruaḋ a ḃí ionnta, agus iad ar ċoṁaoirde agus ar ċoiṁeaḋċan agus ar ċoṁaois agus ar ċoṁclisteaċt, mar ṡílteá; agus ó ḃí aċrann agus droċḟuil uaireannta

eatorra, ó casaḋ le céile sa gColáisde i dtosaċ iad, ba ċosaṁla a gcoiṁlint le coṁrac naṁad niṁneaċ ná le caiṫeaṁ aimsire mac léiġinn a mba ċóir dóiḃ beiṫ ag caiṫeaṁ a ndúṫraċt le diaḋantaċt.

Foġa dá dtug an Doṁnallaċ faoi'n gCeallaċánaċ agus dá mba claiḋṁte troda i ndá rire ḃéaḋ aca, ḃí an Corcaiġeaċ ar lár.

"Dá mba claiḋeaṁ noċt a ḃí agam an uair sin, mar ḃí ag mo ṡeanaṫair ag caṫ Ċinn tSáile, ḃéaḋ anam an Ċeallaċánaiġ ṁallaiġte i dtóin Ifrinn," ars an Doṁnallaċ go maslaċ.

Ní dóċa gur ruġaḋ Ceallaċánaċ ariaṁ d'éisteóċaḋ go foiġdeaċ le n-a leiṫéid sin de ċainnt.

"Más fear tú," ars an Ceallaċánaċ, agus an fuil ag eirġe ann, "más fear tú troidfiḋ tú anois mé, i láṫair na huaire seo, agus troidfiḋ tú i ndá rire mé le claiḋeaṁ noċt——"

"Fan go maidin i ndiaiḋ an Aifrinn," ars an Doṁnallaċ go réiḋ socair.

"Tá eagla air, a ḃuaċaillí," ars an Ceallaċánaċ, agus cuṫaċ ag teaċt air, "tá eagla air adeirim roiṁ an gclaiḋeaṁ noċt, mar ḃí ar ḋreaṫáir a aṫar ag Droiċead Áṫa——"

Ceapaḋ go mbéaḋ sé n-a ċoṁrac báis agus beaṫa ar an toirt. Ní raiḃ. Níor ḋuḃairt an Doṁnallaċ aċt——

"Fan go maidin a Ṁuiṁniġ éitreóireaċ. Déan t'ḟaoisdean anoċt leis an Aṫair Pól; beiḋ t'anam i láṫair na naoṁ i mbáraċ," ar seisean ċoṁ ciúin is dá mba ag ráḋ a ṗaidreaċa ḃéaḋ sé.

Aċt ní ṡásóċaḋ aon niḋ an Ceallaċánaċ aċt dul i n-éadan an ḟir eile láiṫreaċ. Do socruiġeaḋ ar sin, i n-aiṁḋeóin an Doṁnallaiġ; agus do ġluais leó, n-a dteannta, suas agus anuas le ceiṫre sgór mac léiġinn

de ḃunaḋ uasal Gaeḋeal a ḃí ag fóġluim sagartaċta i gcaṫair iasaċta i ḃfad ó ḃaile go ḃfeicidís coṁrac beirte le claiḋṁtiḃ cruaḋa ceólṁara cruaiċ noċt. Agus ní raiḃ duine orra a ṡíl go raiḃ sé ag déanaṁ na hurċóide: agus cé dearḃóċas go raiḃ? Cé ṁéad naoṁ i ḃFlaiṫeas Dé indiu a mb' ḟéarr leó ceól na gclaiḋeaṁ ná ceól na gclog agus iad ar an saoġal seo?

Ar ṡroiċint áit ċúlráideaċ dóiḃ, ḃain an dá ġaisgiḋeaċ díoḃ, go fiú na léintreaċta lín-éadaiġ, agus ṡeasadar ar aġaiḋ a ċéile amaċ.

“Déanfad-sa *moltóireaċt ar an gcoṁrac,” arsa Brian Óg na nÉaċt Ó Dálaiġ. **umpiring refereeing.*

“Tú is feárr ċuige,” ars na maca léiġinn d'aon ġuṫ, “mar is agatsa atá an t-eólas ar an gcluiċe, agus táir ceanaṁail ar an mbeirt.” *fond of.*

“An té is túisge ṫairngeóċas fuil, aige-sean béas an buaiḋ,” ars Brian Óg na nÉaċt.

“Ní head i n-ao' ċor,” ars an Ceallaċánaċ, go taġdaċ, “aċt an té is túisge ṁarḃóċas a naṁaid, is aige-sean béas an buaiḋ!” *taodach, stubborn, fierce, violent.*

Níor tugaḋ aon áird air, aċt tosuiġeaḋ ar an gcoṁrac. Beiḋ súil ag gaċ léiġteóir le cur-síos ar an gcoṁrac claiḋeaṁ sin. Ní ḃeiḋ sé sin le fáġáil aige, agus tuigfiḋ sé cé'n fáṫ gan mórán aċair. *achar: extent of space or time.*

## II.

An fear ba léiġeannta, agus ba ċríonna i gcúrsaí an tsaoġail, dá raiḃ i n-Iarṫar na hEórpa an tráṫ seo, ḃí sé n-a ṡuiḋe n-a ċillín uaigneaċ ag féaċaint amaċ ar ṗairce Ċoláisde San Doiminic i Liosbon, le linn na maca léiġinn ḃeiṫ ag imirt a gcuid cleas agus cluiṫċe

ḋóiḃ féin. B'é an t-aṫair Doiminic Ó Dálaiġ, anamċara Ḃriain Óig na nÉaċt an fear sin.

Bí a ċuid smaointe ar fuaidreaṁ an lá céadna, agus anois agus arís, nuair d'ḟéaċaḋ sé amaċ tríd an bḟuinneóig ḃig ḃí ar a ċillín, d'ḟeiceaḋ sé a dalta agus a ḟear gaoil n-a ṡuiḋe faoi'n gcrann. Bí an aṁarc go maiṫ aige, agus bíoḋ is go raiḃ Brian Óg na nÉaċt aċar maiṫ uaiḋ, d'ḟéadaḋ sé a ċorruiġe is an fear óg ṫaḃairt faoi deara.

“Ag ceapaḋ filiḋeaċta mar ba ḋual dár muinntir ariaṁ,” an ċéad smaoineaḋ ṫáinic i gceann an tseantsagairt léiġeannta; agus rinne sé gáiriḋ ag maċtnaṁ dó ar na hiarraċtaí rinne sé féin le linn a óige. Féaċaint eile dá dtug sé ar an bfear óg agus dob eól dó naċ filiḋeaċt a ḃí ag déanaṁ imniḋe dó: tug sé faoi deara gur mó go mór an spéis a ḃí ag a ḟear gaoil san gcoiṁlint claiḋeaṁ ḃí ar siuḃal ag an Doṁnallaċ agus ag an gCeallaċánaċ, ná ḃí aige sa sgríoḃnóireaċt ḃí ar siuḃal aige féin. “Áḋḃar maiṫ saiġdiúra caillte ann,” ar seisean n-a intinn féin, “aċt déanfaiḋ sé sagart maiṫ n-a ḋiaiḋ sin féin.”

Ṡuiḋ sé siar n-a ċaṫaoir ar a ṡocaṁalaċt annsin, agus leig sé dá ċuid smaointe imṫeaċt ar a roġa caoi—an caiṫeaṁ aimsire is mó ḃí aige le bliaḋantaiḃ fada.

Maidir le n-a ḋuine muinntearḋa, maidir le Brian Óg na nÉaċt, déanfaḋ sé deaġṡagart, déanfaḋ sé saiġdiúir ní b'ḟearr; sin é ċeap an seansagart léiġeannta críonna. Aċt naċ bfuil an sagart agus an saiġdiúir i ngaċ uile fear gur fiú fear ṫaḃairt air, nó a dtréiṫre ar ċaoi ar biṫ; naċ saiġdiúirí Ċríost sinn uile go léir——

“Mé féin cuir i gcás,” agus labair an seanfear ós árd, nós a ḃí aige agus é leis féin, “naċ raiḃ mé

féin 'mo ṡaiġdiúir tráṫ ar son mo ṫíre i n-arm Eoġain Ruaiḋ. . . .''

Ḋíriġ an seanḟear é féin sa gcaṫaoir go mórċúiseaċ. Ċuir sé gota saiġdiúra air féin. D'éiriġ n-a ṡeasaṁ de ṗreib, agus tosaiġ ag siuḃal anonn 's anall ar fud an urláir ḃig ċuṁaing go míleaḋta. An té ḃéaḋ ag dearcaḋ ar an seansagart léiġeannta Gaeḋealaċ annsin n-a ċillín i gColáisde i dtír iasaċta, agus é ag leigint air féin ḃeiṫ n-a ṡaiġdiúir arís, ḋéanfaḋ sé greann agus magaḋ faoi dá mba naċ raiḃ sé féin aċt ar ḃeagán tuigsiona; aċt dá mba duine fuair sárḃronntanas na céille agus na heagna ó Ḋia ḃéaḋ ag féaċaint air, ní greann a ḋéanfaḋ sé, aċt tuigfeaḋ sé go raiḃ sé ag féaċaint ar iongantas d'iongantaisiḃ an tsaoġail iongantaiġ seo .i. seanḟear ag caiteaṁ a ṡaoġail i n-aṫuair, nó ġá ċaiteaṁ mar ba ṁian leis a ḋéanaṁ dá mbéaḋ fail eile aige arís.

Fear le greann a ḃí san aṫair Doiminic ar a ḃealaċ aisteaċ féin.

'' Naċ mé an seanóir seafóideaċ,'' ar seisean ós árd agus é ġá ċaiteaṁ féin isteaċ n-a ċaṫaoir ṁóir, agus ag síneaḋ na ngéag lag cúirseaċ amaċ uaiḋ.

Leag sé a dá láṁ ar a ċlár sgríoḃta ḃí líonta le leaḃraiḃ. Leig sé dá ċeann liaṫ tuitim ar a uċt, agus d'ḟan sé ag éisteaċt leis na fuaimeannaiḃ éagsaṁla ḃí ag teaċt ċuige tríd an ḃfuinneóig: ḃí an londuḃ ḃí ar an gcraoiḃ taoḃ amuiġ, ag cur a ċroiḋe amaċ le teann áṫais go raiḃ an saṁra sáṁ ann arís—ó, nárḃ aoiḃinn ḃeiṫ sa mbaile i dTula' Dála agus an londuḃ ag canaḋ ceóil ann! Agus ní hiad ballaí aolġeala a ċillín ḃí le feiceál ag an seansagart, aċt na srutáin agus na coillte, na sgonnsaí cloċ aoil agus na loċáin,

mar ar ċléaċtaiġ sé iasgaireaċt i dtosaċ a óige, agus a bhí i bhfad uaidh i láthair na huaire seo.

Táinic an sean ṁionnġáiridh dár ġrádaiġ các ar a bhéal.

"Naċ mé an t-amadán nuair leigim do mo smaointe dul ar fuaidreaṁ," ar seisean.

Dírig sé é féin sa gcathaoir arís.

"Obair a dhíbreóċas na haislingí seo," ar seisean, "aċt ní mór dom lón ċun oibre bheith agam i dtosaċ," agus bhain sé bosca snaoisín a raibh an comharta "L. xiv." ar a ċlár (bronntanas ó rí oirdheirc na Fraince), as a phóca, gur ċuir sé pínsín mór le n-a pholláiribh go lántsásta.

Annsin tarraing sé ċuige láiṁsgríbhinn toirteaṁail, macsaṁail d' "Foras Feasa ar Éirinn" ċuige, agus tosaiġ ag déanaṁ cóip de.

Labhair sé ós árd agus é ag sgríobhadh:

"An sean Normánaċ sin ó'n Muṁain naċ mait a bhí fios agam nuair casadh orm é i dTula' Dála i 1635 naċ dtiubhradh sé comtrom na féinne do Ċonnaċtaibh," ar seisean n-a intinn féin.

Díreaċ ar an noiméad sin, buaileadh an doras, agus táinic bráthair isteaċ agus litir 'n-a láiṁ aige.

"Sgéala ó Éirinn duit a athair Doiminic," ars an bráthair agus creathadh 'n-a ġlór; (Ó a Tiġearna! nárbh fada ó fuair sé féin sgéal ná sguan ó n-a ṁuinntir!) "agus an caiptín luinge ó Ġailliṁ táinic i dtír indiu ag iarraidh luċt fíona, 'sé tug an litir ċugad, a athair. Tá sé sa bproinnteaċ faoi láthair, agus goile naonbhar Sasanaċ aige—mórṁór ċun fíona na Spáinne. . . ."

Bhí an t-athair Doiminic ag léiġeadh na litreaċ faoi seo, aċt ní raibh baoġal ar an mbráthair imteaċt. Bhí an doras ar leathosgailt, agus an cnap i ngreim ag an mbráthair.

"Agus, a aṫair Doiminic, an ḃfuil sé n-a ċogaḋ i nÉirinn mar deirtear?" ars an bráṫair boċt Éireannaċ agus é go halpaċ ċun nuaiḋeaċta ó n-a tír féin.

"Níl! Níl! Níl!" ars an sagart go mí-foiġdeaċ.

"Agus ceal naċ ḃfuil sé fíor go ḃfuil Rí Séamus ag dul go hÉirinn le troid ar son na tíre?"

"Níl! Níl! Níl, adeirim!"

"Agus naċ ḃfuil fuil Gall ar ċlaiḋṁtiḃ uaisle na Banban ċeana féin?"

"Níl! Ní . . . l! Ní . . . l! Sgrios!"

B'éigin do'n ḃráṫair imteaċt. Aċt ní raiḃ sé trí ċoisméig ó'n doras gur glaoḋaḋ air. Ṡíl an bráṫair boċt gur le sgéala a tíre innseaċt dó glaoḋaḋ air.

"Agus a ḃfuil . . . . . . ?"

"Abair leis an gcaiptín teaċt annseo ċugamsa láiṫreaċ," ars an sagart go húġdarásaċ.

"Aċt is ar éigin go ḃfuil sé i ndán siuḃal, a aṫair," ars an bráṫair, "má tá cos féin faoi anois sin a ḃfuil. Mara ḃfuiġeaḋ sé fíon, agus a tuille fíona, agus a tuille fíona fós, tairgneóċaiḋ an biṫeaṁnaċ an teaċ anuas n-ár mullaċ . . . agus gan aon ċongnaṁ agam aċt an bráṫair Éanna, agus eisean ċoṁ lag le cat . . . agus an caiptín ag easgaine agus ag mallaċtú a rugaḋ ariaṁ de ṡagairt agus de ḃráiṫriḃ. . . . Ó! na Gailliṁiġ sin! na Gailliṁiġ mallaiġte sin!" agus níor leig sé air féin gur le Gailliṁeaċ a ḃí sé ag cainnt!

"Imṫiġ! ars an t-aṫair Doiminic le húġdarás; "cuirtear an caiptín isteaċ sa suan-lios; cuirtear glas ar an doras; coinniġtear ann go maidin é."

"Aċt a aṫair, naċ ḃfuil sgéala ar biṫ agat dom faoi. . . . ?"

"Imṫiġ! déantar mar duḃras."

Ḃ'éigin do'n ḃráṫair imṫeaċt gan aon nuaiḋeaċt. Ag dul síos an staiġre ḋó, duḃairt an fear boċt leis féin naċ ḃféadfaḋ Dia féin saoġal níos cruaiḋe a ċruṫú dá gcuirfeaḋ Sé ċuige. Aċt ó ba ḋ'aṁasla a leitéid a ċeapaḋ, ċuir sé coṁarta na Croise ar a ḃaitis, agus d'iarr maiṫeaṁnas. Aċt 'n-a ḋiaiḋ sin féin, ċeap sé go raiḃ an saoġal cruaiḋ: ḃí an caiptín Gailliṁeaċ leaṫ ar meisge, agus gan ann sgéal ná sguan faoi n-a ṫír dúṫċais taḃairt ḋó, agus a ċroiḋe ag tnúṫ leis; ḃí na sgéala ar fad ag an Aṫair Doiminic n-a litir, aċt, ár nDóiġ ḃí seisean ċoṁ crosta cantalaċ le mála easóg. Narḃ ċruaiḋ an saoġal ag bráṫair boċt de ḋeóraiḋe é!

"Raċad 'mo ṡaiġdiúir. Raċad mo ṡaiġdiúir i nArm Louis na Frainnce! Dar a ḃfuil de leaḃraiḃ beannuiġṫe san Róiṁ, sin é ḋéanfas mé!" ars an bráṫair agus é ag dul isteaċ sa bproinnteaċ, áit a raiḃ an caiptín ag ite agus ag ól.

## III.

Nuair a ḃí an bráṫair cabaċ fiosraċ imṫiġṫe uaiḋ, ċaiṫ an t-Aṫair Doiminic a ṡeanċasóg tart ar a ġuailniḃ, agus siúd amaċ é ar faiṫċe an Ċoláisde. Ḃí Brian Óg na nÉaċt Ó Dálaiġ, a ḋalta ionṁuin, ag teasdáil uaiḋ, aċt níor feil sé ḋó bráṫair ċur n-a ċoinne—an sgéala ḃí sa litir sin fuair an seansagart ḃain sé le Brian, agus ós sgéal brónaċ ḃí ann, ba ṁaiṫ leis an sagart é innseaċt ḋó go mín réiḋ ar a nós féin. Aċt cá raiḃ Brian? Ar ball beag, ḃí sé n-a ṡuiḋe faoi'n gcrann, ag sgríoḃaḋ filiḋeaċta b'éidir, aċt anois ḃí sé glanta. Agus na maca léiġinn uile go léir—cá raiḃ siadsan imṫiġṫe?

Tá ḟios ag an léiġṫeóir é, aċt ní raiḃ ḟios ag an deaġsagart é, agus é ag imṫeaċt ar tóir a ḋalta. Ḃí poll snáṁa agus folcṫa sa sruṫán a ḃí ag gluaiseaċt trí ċeann de ṗáirceannaiḃ an Ċoláisde, áit a gcaiteaḋ Brian Óg na nÉaċt cuid ṁaiṫ aimsire leis féin mar dob eól do'n sagart. Ṫug sé aġaiḋ ar an bpoll sin. Aċt ní raiḃ sé i bfad gur ṡuiḋ sé ar ḃinnse faoi ċrann óraisde ag éisteaċt le ceól beaċ. An litir ó Éirinn a ḃí n-a ṗóca, agus ceól cronánaċ saoṫaraċ na mbeaċ ós a ċionn, ċuireadar a smaointe ar fuaidreaṁ. Ḃí sé ar ais i nÉirinn arís, agus é n-a ḟear óg faoi arm agus éide saiġdiúra, agus rosgcaṫa gaċ treiḃe dár troid le n-a taoḃ i gcogaḋ Eoġain Ruaiḋ n-a ċluasaiḃ.

An n-a ċodlaḋ ḃí sé?

"Ó Domhnaill abú!" ṫáinic an ġáir ṁórḋálaċ sin ċuige ar an ngaoiṫ.

"Go deó tú, a Ċeallaċánaiġ!" ċuala an seansagart an ġáir ḃorb ṁolta sin go soiléir; ní headh, ní n-a ċodlaḋ ḃí sé, aċt n-a lánḋúiseaċt. Ḃíoḋg sé.

Ṫáinic gáir eile ċuige ar an ngaoiṫ ó leiṫċéad sgórnaċ:

"Dia liḃ a laoċra!" agus d'aiṫniġ an seansagart glór a ḋalta ós cionn gaċ glóir eile. Céard a ḃí ar siuḃal?

D'éiriġ an t-Aṫair Doiminic agus d'imṫiġ leis i dtreó luċt na ngárta.

Níorḃ fada go bfaca sé an raḋarc ó ċúl na gcrann, áit naċ raiḃ aon ḟeiceál air féin. Go deiṁin, dá mbéaḋ sé amuiġ i lár na páirce ní ḟeicfiḋe é, ḃí a raiḃ sa láṫair ċoṁ híogṁaraċ sin.

Leis na smaointe seaċránaċa agus na haislingí díoṁaointis ḃí aige le cúpla uair, níor ċreid an t-Aṫair Doiminic a ḋá ṡúil nuair connaic sé beirt óigḟear ruaḋ,

agus gan orra aċt cultaċa gaisgiḋeaċta, ar aġaiḋ a ċéile amaċ ag ionnsuiġe a ċéile le claiṁte noċt.

Leag sé lám leis ar an gcrann a ḃí n-a aice agus ḋearc go géar ar an obair. Ó am go ham, nuair ḋéintí an ċosaint go maiṫ, agus nuair buailtí an ḋá lann ar a ċéile le ceól croiḋeaṁail taiṫneaṁaċ, d'eiriġeaḋ mar ḃéaḋ siosgarnaċ beaċ ó na fearaiḃ óga ḃí tart ar an mbeirt fear claiḋiṁ ; annsin arís do ċloiseaḋ an sagart meiteal gaḃa ag bualaḋ go tapaiḋ ar ṁiotal leasaiġte, agus d'feiceaḋ sé spréaċarnaċ ḋeallraċ na lann ag lonnraḋ faoi'n ngréin. Ḃí a gceárd ar feaḃas ag na fearaiḃ claiḋiṁ, agus an ċosaint ċoṁ maiṫ leis an ionnsuiḋe aca : ṁol an seansagart iad n-a intinn féin ḋá ḃuiḋeaċas, aċt is i ngan fios ḋó féin rinne sé an molaḋ. Ṁol sé arís agus arís eile an ḃeirt fear coṁraic, aċt naċ raiḃ fios aige go raiḃ sé ġá ḋéanaṁ. An fear boċt ! ḋá mbéaḋ fios aige é, naċ air ḃéaḋ an aiṫriġe !

Foġa clisde ós cionn cosanta ḋá ḋtug an Doṁnallaċ ar a naṁaid, (agus ba naiṁde i nḋá ríre anois iad), seaċnuiġeaḋ an foġa ċoṁ breáġ sin gur eiriġ gáir ṁolta ó'n sluaġ fear óg a ḃí sa láṫair. An seansagart féin, ṫug sé buille ḋá ċeaṫ ramain le áṫas, agus do las a ḋá súil ġlasa n-a ċeann—maiṫtear ḋó, a ḋuine ! naċ raiḃ sé n-a ṡaiġdiúir agus n-a fear claiḋiṁ é féin tráṫ ḋá ṡaoġal, bíoḋ is gur leaḃair is urnaiġte is mó ċleaċtuiġeaḋ sé i láṫair na huaire seo !

Ṫáinic olc ar an Doṁnallaċ nár eiriġ an foġa clisde sin leis. D'eiriġ cuṫaċ ann, agus fonn niṁneaċ ċun fola. Dar a raiḃ faoi'n ḃfóḋ ḋá ṡinnsir, ċuirfeaḋ an fear ruaḋ ó Ċorcaiġ ḋá ċois ! Ḃí sé ċoṁ foiġdeaċ le iasgaire breac, ag iarraiḋ cosaint maiṫ éifeaċtaċ an Ċeallaċánaiġ a ċur amuḋa. Aċt teip air ; ḃí fios

aiġe siúd naċ raiḃ sé ċoṁ láidir san riġinn le n-a naṁaid agus ḃí sé ar a aire ar ḟoġannaiḃ millteaċa an Doṁnallaiġ. Anois nó ariaṁ a Ċeallaċánaiġ! Tá do naṁaid ar ḃárr ċruaiċ agat! Leis an gcutaċ ḃí ag eirġe ar an Doṁnallaċ, ṡíl sé go haimideaċ go ndéanfaḋ neart colna an gnó ḋó. Le ionnsuiḋe le neart a taḃairt, ċroċ sé a ċlaiḋeaṁ ró-árd beagán, agus tug sé fail don Ċeallaċánaċ. Le luas lasraċ ḃí bárr lainne a naṁad go ḋoiṁin i ngualainn an Doṁnallaiġ, agus fuil uasal ársa na nDoṁnallaċ ag eirġe aníos as an gcréaċt.

Rug beirt ar an ḃfear gonta ar eagla go dtuitfeaḋ sé. D'ḟógair Ḃrian Óg na nÉaċt ḃí n-a ṁoltóir, an coṁrac ḃeiṫ ṫart. Tosaiġ an siosgarnaċ ċainnte imeasg na ḃfear óg. . . .

“ Go maiṫiḋ Dia ḋom é! Go maiṫiḋ Dia ḋom é!” deireaḋ an t-aṫair Doiminic, agus é ag déanaṁ ar áit na troda.

Cuireaḋ cosg tobann le cainnt íogṁaraċ na ḃfear óg ar a dtaḃairt faoi deara ḋóiḃ an seansagart ḃeiṫ sa láṫair. Céard ab ḟearr ḋóiḃ a ḋéanaṁ? Glanfaiḋe as an gColáisde gaċ mac máṫair díoḃ!

Aċt labair an seansagart go mín réiḋ gan feirg—naċ raiḃ coir déanta aige féin ċoṁ maiṫ leó-san agus ḃeiṫ ag féaċaint ar an troid, aċt naċ raiḃ ḟios aca é sin?

“ A Ḃriain Óig Uí Ḋálaiġ,” ars an sagart de ġlór mín úġdarásaċ, “ Suas leat díreaċ, agus fan ag doras mo ċillín go ḃfeice tú mise.”

Ḃí fonn ar Ḃrian Óg na nÉaċt a ráḋ naċ raiḃ sé féin aċt n-a ṁoltóir ar an gcoṁrac, aċt focal níor labair sé aċt imteaċt leis mar do horduiġeaḋ ḋó.

“Tugtar an Doṁnallaċ gonta ċuig an doċtúir ċuig an aṫair Breandán, tá sé san otarlainn faoi láṫair,”

ars an sagart arís, " agus tusa a Ċeallaċánaiġ, bí ag ḋoras mo ċillín-sa ar a sé ar maiḋin—taḃair an Doṁnallaċ leat más féiḋir leis siuḃal. Gaċ ḋuine eile ḋá ḃfuil sa láṫair annseo bíoḋ sé róṁam ar a hoċt ar maiḋin i nÁrus na hÁicliḋeaċta," agus ḋ'iompuiġ sé ar a ċois go tobann agus ḋ'imṫiġ as aṁarc agus as éisteaċt.

## IV.

Tá fios ag gaċ páisde sgoile cé mar ḃí an cruiḋe ag preabaḋ i mḃrian Óg na nÉaċt nuair seólaḋ isteaċ i gcillín an Aṫar Doiminic é. An breiṫeaṁnas ba ṫruime—sin é ḃí i nḋán ḋó, ṡíl sé.

Ṡuiḋ an t-Aṫair Doiminic.

" Beiḋ tú ag fágáil an Ċolaisde seo faoi ċeann cúpla uair, a Ḃriain," ars an sagart go mall.

Ḃí Brian Óg ar tí ruḋ éigin a ráḋ, aċt táinic toċt air. Imṫeaċt ó'n gColáisde Diaḋaċta ḋá toil féin níor ṁisde leis, mar ḃí socraiġṫe aige é ḋéanaṁ; aċt go gcuirfiḋe an ruaig air ar an ḋóiġ seo—ó! nárḃ é ḃí náiriġṫe go ḋeó na nḋeór!

" Tá soiṫeaċ as Gailliṁ sa gcuan, soiṫeaċ le t'oncal Taḋg, ag iarraiḋ luċt fíona—is mór an tóir ḃí ag ár ngaoltaiḃ ar an ḃfíon ariaṁ " agus tosaiġ an sean-sagart ag maċtnaṁ ar eaċtraiḃ agus ar tréiṫriḃ na nDálaċ. Ḃí an litir ḃí fáiġṫe aige ó Éirinn ar an mbórḋ roiṁe, agus ḃí faoi í léiġeaḋ do Ḃrian Óg na nÉaċt ionnós go ḋtuigfeaḋ seisean go mb'é an fáṫ go raiḃ sé ġá ċur aḃaile, go raiḃ ḋroċġalar ar a aṫair agus naċ raiḃ súil ag liaġ ná ag ḋoċtúir go raiḃ a ḃiseaċ ann. Aċt ar nós a lán fear léiġeannta eile,

an rud ḃí ceapṫa aige ḋéanaṁ, ní ḋearna sé é le failiġe, agus toisg na smaointe ḃeiṫ ar seaċrán aige.

“Tá caiptín an tsoiṫiġ sa gColáiste anois féin—” ṡílṫeá ar an gcaoi ar laḃair an seansagart go raiḃ sé i bfad uait, na mílte míle uait, agus b'éidir go raiḃ freisin n-a intinn, “tá an caiptín annseo sa suanlios, agus é ar leaṫṁeisge—go deiṁin ní ḟacas féin é, aċt sin é duḃraḋ liom—aċt roiṁ ḋul faoi do'n ġréin, is dóċa go mbeiḋ a ṁeisge curṫa ḋe aige—”

“Aċt a aṫair ,a anamċara, ba ṁaiṫ liom a ráḋ—”

Ċuir an seansagart isteaċ air. Ní raiḃ ḟios aige go lá a ḃáis cé mar ġortaiġ sé croiḋe an ḟir óig an uair sin. Dá dtiuḃraḋ sé cead cainnte ḋó, ḃéaḋ ḟios ag Brian Óg na nÉaċt Ó Dálaiġ naċ i ngeall ar an aon rud rinne sé féin ḃí sé ġá ċur abaile, aċt go raiḃ galar a ḃáis ar a aṫair agus go mba ṁian leis é ḟeiceál sul a n-imṫeóċaḋ sé.

“Má ḃíonn a ṁeisge curṫa ḋe aige—” aċt cuireaḋ isteaċ ar an sagart é féin go tobann an uair seo. An tormán agus an ruaille-buaille ba ṁó ḋár cluineaḋ go minic i mainistir, ḃí sé taoḃ amuiġ de'n doras ; agus sul má ḃí ḟios ag an aṫair Doiminic, nó ag Brian Óg na nÉaċt céard a ḃí ar siubal, b'eo é an caiptín aca, istiġ i lár an úrláir gan cuireaḋ gan iarraiḋ.

B'aiṫ an feic é i gcillín manaċ : faṫaċ i dtoirt agus i n-aoirde ḃí ann, feasóg ġiobalaċ ruaḋ air agus bunáite a éadan uile go léir faoi ḟás ḟionna. Ḃí leaṫṡúil leis ċoṁ duḃ leis an ngual ḋóiġḟiḋe i gceárdċain, agus an leaṫṡúil eile, agus a ṡrón ṁór, ag taḃairt fola agus ag daṫú agus ag ruaḋú na feasóige giobalaiġe, dá mb' éidir. Maidir le n-a ḟeisteas, ḃíoḋ is go raiḃ an t-éadaċ nua, agus de'n ċineál ba ḋaoire dá gcaiteaḋ luċt maraiḋeaċta na hÉireann an uair

sin, ḃí sé stracta stróicte 'n-a steallaiḃ stríolaċa air.

“An diaḃal damanta losgta sin de ḃráṫair—”

“Cé tú féin a ḋuine ċóir agus céard a tug annseo tú?” ars an t-aṫair Doiminic go socair.

Níor tug an caiptín aon áird ar an gceist.

“An bráṫair mallaiġṫe sin aduḃairt liomsa—liomsa a ḋuine, aduḃairt leis an gcaiptín Ó Neaċtain, a ṡeól naoi dtonn na fairge móire, an bráṫair bradaċ sin, an cloigeann créafóige sin, aduḃairt liomsa go gcuirfeaḋ sé faoi ġlas mé— ‘b'éigin don ċaiptín taġdaċ anál a ṫarraingt—’ agus nuair naċ raċainn isteaċ 'n-a ṡuanlios, suanlios le t'ṫoil! Sin é tug sé ar a ċarcar loḃta—aċt nuair naċ ngaḃfainn isteaċ ann, céard a ṡíleaḋ an cneaṁaire de ċroċaire ó Ċorcaiġ ḋéanaṁ, aċt breiṫ orm—breiṫ orm, breiṫ ar ḟear do rugaḋ agus do tógaḋ i gCaṫair na dTreaḃ, agus é ṡáiṫeaḋ isteaċ dá ḃuiḋeaċas! Dar craiceann na péiste niṁe rug ar ṡáil ar Aicil na Gréige, sin é ṡíl sé ḋéanaṁ! Dar a ḃfuil de rógairiḃ i gCorcaiġ, is ar ḟéasóig orm a rug sé! Ar ḟeasóig orm, ar ḟéasóig orm adeirim—”

Leis an gcuṫaċ ṫáinic ar an gcaiptín, ar smaoineaḋ ar an masla sin ḋó, ṫosaiġ a ṡrón ag taḃairt na fola níos flúirsiġe. Ḃain sé naipcín mór de'n tsíoda ab' ḟeárr as a ḃrollaċ, agus ċoinniġ leis an tsróin é. Má ṫeastuiġ ó'n aṫair Doiminic cur-isteaċ ar an gcaiptín roiṁe seo ní ḟéadfaḋ sé é ḋéanaṁ, aċt níor ṫeastuiġ. Ceann dá ċuid “laeṫiḃ saoirse i nÉirinn” (mar tug sé féin ar na laeṫiḃ 'n-a mbíoḋ sé i nÉirinn—aċt aṁáin a ċorp) ḃí sa lá seo, agus ba ġeall le gála cois mara n-a ḋúiṫċe féin aige cainnt an ċaiptín.

Maidir leis an duine groiḋe stoirmeaṁail sin,

d'ḟéaċ sé go smaointeaċ ar an naipcín síoda ḃí fliuċ le 'n-a ċuid fola.

“An dá ḟuil is feárr i gCríoċ Ḟódla,” ar seisean, “fuil ársa na Neaċtanaċ agus fuil borb ċaṫréimeaċ léiġeannta na nDálaċ—Dálaċ ḃí 'mo ṁáṫair, Dálaċ de ḃunaḋ Aonġusa.”

Rinne an seansagart gáiriḋ.

“Agus is dóċa,” ar seisean, “naċ ḃfuil a ḋuḃ ná a ḋearg d'ḟuil an ḃráṫar tugṫa?

“Níl cos faoi, a aṫair—” cuir sé cosg leis féin go tobann. Ṫuig sé ar an láṫair cé'n ḃaileaṁair a ḃí déanta aige, go raiḃ sé tar éis aḋṁaċtáil gur ḃuail sé an bráṫair go millteaċ.

“Aon ḃuille aṁáin—aon aṫṁóg aṁáin,” ar seisean go leiṫsgéalaċ, agus d'ḟéaċ ar a ḋorn ḃí ċoṁ mór le ceann páisde bliaḋna.

Rug an seansagart ar ṫéaḋ an ċluig.

“Ní cáll duit glaoḋaċ air, a aṫair,” ars an caiptín, “mar is fíor mo sgéal—ar ċaoi ar biṫ, níor ṁaiṫ liom go leagfá súil ar rud ċoṁ gránda leis—”

“Mara ḃfuil sé beagán beag níos maiseaṁla ná ṫú féin, a ċaiptín—” aċt níor ċríoċnaiġ an seansagart cineálta an focal nuair ṫug sé faoi deara ċoṁ mór is ġoil an ċainnt ar an gcaiptín groiḋe.

“Maraċ an ċaoi a rug sé ar ḟéasóig orm—” ní fios do'n stáiriḋe seo céard a ṫárlóċaḋ maraċ greim an ḟir ḃáiḋte ḃeiṫ ag an mbráṫair ar an gcaiptín an lá sin, mar, buaileaḋ buille beag faiteaċ ar ḋoras an ċillín ar an noiméad sin, agus ċuir an caiptín deire le n-a ċuid cainnte.

“Isteaċ leat a ċaiptín, ar an gcúlráid annsin ar ċúl an dorais, agus ná bíoḋ gíog asat agat,” ars an sagart.

Rinneaḋ aṁlaiḋ.

Osgluiġeaḋ an doras, agus seo isteaċ an bráṫair ar orduiġeaḋ dó an caiptín ċur faoi ġlas, agus ceann faoi air.

V.

“Is dóċa go ḃfuil an caiptín luinge sin sa suanlios faoi ġlas agat, a ḃráṫair,” ars an sagart go sáṁ neaṁurċóideaċ.

“Níl, a aṫair—”

“Agus tuige, sin a ḃráṫair? Nár órduiġeaḋ duit é ċoinneál sa suanlios go maidin?”

“Is iomḋa órdú naċ féidir a ċoiṁlíonaḋ—tá an ropaire ċoṁ láidir le torc—”

“Céard d'eiriġ duit ar ċor ar biṫ?” ars an sagart, agus iongnaḋ air mar deaḋ, faoi'n mball a ḃí ar an mbráṫair. Agus ḃí droċ-ċaoi air gan aon aiṁreas: ṡílteá air go raiḃ a raiḃ de ṁadraiḃ sa gcaṫair tar éis beiṫ ġá ionnsaiḋe, ḃí sé ċoṁ stracta straoillte stiallta sin.

“Sé an bealaċ gur ionnsuiḋ sé mé, a aṫair, agus mé ag iarraiḋ é ṁeallaḋ isteaċ sa suanlios—”

Is beag nár ṫaċtaiġ an caiptín é féin istiġ ar ċúl an dorais leis an ḃfeirg ṫáinic air.

“Agus cé'n ċaoi ar ṡíl tú é ṁeallaḋ isteaċ a ḃráṫair?”

“A ċaiptín a ċroiḋe, arsa mise leis,” ars an bráṫair, “a ċaiptín a ċroiḋe ba ċóir go mbéaḋtá traoċta anois tar éis an aistir ḟada atáir tar éis a ċur ḋíot—”

Ṫáinic buile ar an gcaiptín.

“— agus ba ċóir, a ċaiptín a ċroiḋe 'stiġ, mo ċoṁairle ġlacaḋ, agus greas codalta déanaṁ. Níor

ṁaiṫ leat, ar nḋóiġ, go ḃfeicfeaḋ an t-aṫair Doiminic ṫú, agus an ṁeisge sin ort—"

Ḃí an caiptín boċt i rioċt pléasgṫa.

"— agus céard a ḋéanfaḋ an fear buile annsin, a aṫair, aċt breiṫ orm timċeall mo ċuim, mé ḃualaḋ i n-agaiḋ na mballaí, mé plancaḋ i n-agaiḋ an úrláir, mé ċasaḋ, mé lúbaḋ idir cnáṁ agus feóil, mé steallaḋ, mé straoilleaḋ, breiṫ ar mo ċaolsgrog le fiacla fada fuara mar ḋéanfaḋ easóg an ḟásaiġ le mion-éan, agus gaċ aon ḃéarsa d'aṁrán gáirseaṁail mara ġá ċanaḋ aige ar feaḋ an aċair—"

"Agus do sgórnaċ 'n-a ḃéal aige ar feaḋ an ama?" ars an sagart agus greann n-a ṡúil.

Go dtí gur cuireaḋ an ċeist air, do ṡíl an bráṫair boċt naċ raiḃ sé ag innseaċt aċt lomċlár na fírinne, gur mar sin díreaċ tuit gaċ rud amaċ idir é féin agus an caiptín luinge. Ċrom sé a ċeann nuair tuig sé go raiḃ sé angar do teórainn Ṫíre na mḂréag mara raiḃ sé n-a lár istiġ.

"Agus ḃí sé ólta?" ars an sagart.

"Coṁ ólta le Ḃrianaċ."

"Agus cá'l sé anois, a ḃráṫair?"

"D'eiriġ liom—míorḃuilte ó Ḋia é sílim—aċt d'eiriġ liom é ċur an doras amaċ."

Níor ḟéad an caiptín níos mó d'ḟulaing.

"A spriosáin ó'n Muṁain!" ar seisean ag léimriġ amaċ ó ċúl an dorais, "an é an ċaoi go gceapann tú go gcreideóċar an lán mála sin de ḃréagaiḃ uait? An é an ċaoi go gceapann tú go salóċainn mo ḃéal le do seansgróg brocaċ? An é an ċaoi—"

Ċroċ an sagart suas a láṁ. Ċuir a ugdarásaċt an caiptín n-a tost dá ċorruiġṫe dá raiḃ sé.

Má ḃí eagla ar aon ḟear riaṁ, ḃí sé ar an mbráṫair:

ṫug an sagart sin faoi ḋeara, aċt ní raiḃ ḟios aige an roiṁe féin, nó roiṁ an gcaiptín go raiḃ an eagla air.

“Mo ṁairg! mo léan ġuirt!” ars an caiptín ós íseal, “dá mbéaḋ ḟios agam i dtosaċ go mb'é seo an biteaṁnaċ ġoid m' uaireadóir breáġ uaim, tráṫ fadó a dtugas cuireaḋ dó fleaḋ a ċaiteaṁ liom ar bórd mo luinge, agus í ar ancoire san abainn i gCorcaiġ!”

D'orduiġ an t-aṫair Doiminic do'n ḃráṫair dul go dtí a ċillín agus fanaċt annsin go gcuirfiḋe fios air, rud a rinne sé go mear.

“'Nois a ċaiptín,” ars an sagart, “an fada go mbéir réiḋ an calaḋport seo ḟágáil?

“Ḃí fúm imteaċt ar an taoile seo. Tá an ġaoiṫ anoir-ndeas ann, agus ní fada, a ḃéas muid ag déanaṁ cósta na hÉireann,” ars an caiptín.

“Rud ar biṫ ḃéas ag teasdáil uait i gcoṁair an turais a Ḃriain, sac isteaċ i do ṁála taisdil go beó é, agus déan deifir ar ais annseo a ṁic,” ars an t-aṫair Doiminic le n-a dalta Brian Óg a ḃí ar an gcúlráḋ ar feaḋ aċair.

Nuair a ḃí an t-óganaċ imtiġte uaṫa, dubairt an sagart leis an gcaiptín go raiḃ Brian Óg beagán beag fiaḋáin ann féin, go raiḃ fonn troda air go minic, aċt naċ raiḃ aon urċóid n-a ċroiḋe; aċt mar sin féin nár ṁór smaċt ċur air go mbeaḋ sé istiġ i mbaile mór na Ġailliṁe.

“Tá cleaċtaḋ maiṫ agam ar óganaiġiḃ dá sórt, ó rinneaḋ caiptín luinge díom, agus bí sásta t'intinn go ndéanfaiḋ mise mar feileas o'n ocáid,” ars an Caiptín ó Neaċtain go mórḋálaċ.

Táinic Brian Óg ar ais, agus d'ḟág slán dílis cuṁaṁar ag a anamċara, agus briseaḋ croiḋe air go raiḃ sé ġá díbirt as an gColáisde, dá loċt féin, mar

síl sé ; thug an sagart, bhí beagnach ag sileadh deór n-a dhiaidh, comhairle agus beannacht dhó ; agus mála beag a ndubhairt sé leis gan osgailt go mbéadh sé i dtír i nÉirinn. Ór a bhí sa mála sin.

D'imthigh Brian Óg na nÉacht agus an Caiptín Ó Neachtain, cois ar chois, amach as Coláisde na nGaedheal i Liosbon, lá bréagh gréine i dtosach na Bealtaine sa mbliadhain 1689.

Bhí tuitim na hoidhche ann nuair a tháinic smaoine tobann i gceann an athar Doiminic.

"Nach mé an t-amadán !" ar seisean go searbh, "nach mé rinne mo bhaileamhair ! Níor innis mé dhó gur faoi ghalar a athar do bhí sé ghá chur abhaile ; agus beidh an créatúr bocht ag ceapadh gur díbrigheadh as an gColáisde é, thoisg go raibh sé n-a mholtóir ar an gcomhrac claidheamh sin."

Glaodh sé chuige ar teachtaire, agus chuir sé i ndiaidh na beirte é. Nuair d'fhill sé, sé an sgéal a bhí aige acht go raibh an soitheach Gaillimheach imthighthe le uair. Tháinic cumha agus doilgheas ar an seansagart.

"'Laethe saoire i nÉirinn,'" ar seisean leis féin, "chaitheas lá maith fada saoire i nÉirinn indiu, agus casadh comhluadar ait liom ann. Ní bheidh 'lá saoire i nÉirinn' agam arís anois go ceann i bhfad," agus siúd isteach i séipéal an Choláisde é.

## VI.

Ní raibh leath na Bealtaine caithte nuair d'fhág an long mhaith Ghaillimheach, "an Muirghéis," dhá chéad go leith tonna, déanamh agus seólta scúnaire uirri agus í múnlaighthe i gcóir luathais amháin, an Caiptín Tadhg Ó Neachtain n-a ceannas,

ní raiḃ leaṫ na Bealtaine caiṫte nuair d'ḟág sí Cuan álainn Liosboin ; aċt ḃí cuid mór de ṁí Iúil imṫiġte sul ar ḟág duine dá ḟuirinn cos ar talaṁ na hÉireann.

Ḃí cuiṁne ag Brian Óg na nÉaċt Ó Dálaiġ go lá a ḃáis ar an dá ṁí ċráiḋte sin ċaiṫ sé ar druim na ḃóċna, agus an droċ-íde fuair sé ó'n gcaiptín macánta faoi gur ċeap seisean gur ag magaḋ faoi féin a ḃí an t-ógánaċ nuair d'innis sé ḋó go mba ṁac le Taḋg Mór na mBéimeann Ó Dálaiġ é féin ; dá mb'eaḋ, ar nḋóiġ, nárḃ é sin an ċéad rud d'innseóċaḋ an t-aṫair Doiminic ḋó, nuair a ḃí sé ag cur an ógánaiġ abaile leis? An caiptín boċt! cé'n ċaoi a mbéaḋ fios ag fear mara mar é faoi "smaointe seaċránaċa" an tsagairt, ná go raiḃ "lá saoire i nÉirinn aige" an lá casaḋ leis féin é? Aċt ós rud é go mba sgéal mór ag Brian Óg na nÉaċt é tráṫ ar biṫ a mbíoḋ fonn sgéalaiḋeaċta air n-a ḋiaiḋ sin, ní bainfear as a ḃéal annseo é.

Do'n té a ḃfuil gráḋ aige dá tír, níl radarc fá'n mbiṫ bán b'aoiḃne ná a beanna árda maorḋa ḟeiceál ó luing tar éis dúiseaċta ḋó ar maidin. Nuair d'éiriġ Brian Óg na nÉaċt Ó Dálaiġ aníos as an gcabán, mar ar ċaiṫ sé an oiḋċe, ḃí an ġrian n-a suiḋe, agus ní raiḃ súil ag an ógánaċ tada ḟeiceál aċt an fásaċ deóraṫa sáile ḃí le feiceál aige gaċ maidin le dá ṁí. Aċt nuair d'ḟéaċ sé soir uaiḋ, ċonnaic sé mar ḃéaḋ fiċe oileán beannaċ, agus an ġrian ag eirġe ós a gcionn aníos as an ḃfairrge, agus gaċ oileán beannaċ díoḃ ar ḋaṫ gloine ġuirm, agus an ḟairrge ar nós sean-óir eatorra, ag soillseaḋ faoi'n ngréin. Ḃí sé tamall ag féaċaint ar an radarc álainn seo, nuair ċonnaic sé duine de'n ḟuirinn ag dul tart, corcán mór dalbaiḋe leite i láiṁ leis, agus crúisg flaiṫeaṁail de'n :eann a roinnt í ar an ḃfuirinn i láiṁ eile.

"Cé na hoileáin draoiḋeaċta iad sin soir uainn, atá ag baint bárr áilne de'n ġréin féin?" arsa Brian Óg na nÉaċt leis, agus gan smaoineaḋ dá laġad aige, naċ ar áilne ná ar oileánaiḃ draoiḋeaċta ḃí a aire ag mo ḋuine, aċt ar a ċéadṗroinn.

D'ḟéaċ an mairnéalaċ go crosta ar Ḃrian Óg na nÉaċt.

"Cé naċ raiḃ tú ar bórd luinge ċeana ariaṁ?" ars an fear fairrge.

"Ḃí, aċt ní ḟacas na hoileáin sin—"

"Bíoḋ ḟios a'd," ars an mairnéalaċ, "gurab 'iní Críoċ an Aċrainn agus an Ṁí-áḋa agus an Ḟill," agus síos leis go beó n-a ṗluais féin, ar nós coinín cuirfiḋe sgát air.

Críoċ an Aċrainn agus an Ṁí-áḋa agus an Ḟill! nárḃ 'ait an t-ainm ar aon tír é! Ḃí an áit taitneaṁaċ do'n tsúil ar aon ċuma, aċt b'éidir naċ mbéaḋ sé ċoṁ háluinn sin i n-aice leis, ar nós Liosboin féin. Críoċ an Aċrainn—caitfiḋe go mba dream an-aċrannaċ ḃí i muinntir na tíre, gur tugaḋ an t-ainm sin ar a gcríoċ; nó an aṁlaiḋ go mb'in é ainm an ríoġ ḃí ar an tír; dá mb'eaḋ níor ṁait le Brian Óg na nÉaċt beiṫ n-a ṡaiġdiúir 'n-a arm. Críoċ Ṁí-áḋ—ba ṡearḃ le Brian Óg naċ raiḃ ḟios aige cé'n ṁí-áḋ ḃí ar an tír áluinn sin ná ar a muinntir. Críoċ an Ḟill—cé'n feall mór rinneaḋ ann gur tugaḋ an t-ainm sin ar tír ċoṁ háluinn léiṫi, nó cé'n feall ḃí gá déanaṁ ann. Aċrann agus Mí-áḋ agus Feall! Ṫosuiġ Brian Óg na nÉaċt ar na hainmneaċa gránda sin a ċur i gcomórtas leis na hainmneaċa fileaḋta ḃí ar a tír féin—Éire! (nárḃ aoiḃinn an t-ainm é!) Banba! (nárḃ uasal é i bfuaim agus i gcéill!) agus Fódla! (nár ḋuḃ dorċa an t-ainm ar tír é—tuar na stáire duiḃe ḃí le teaċt!).

"Áċrann, Éire ; Mí-áḋ Banba ; Feall, Fódla ;" ars an t-ógánaċ ós árd, agus smaoineaḋ nuaḋ ag teaċt n-a ċeann.

Ḃí gála aniar ann, agus ḃí an long ag druideaḋ go mear leis na hoileáin beannaċa a raiḃ na hainmneaċa uaṫḃásaċa sin orra, de réir an ṁairnéalaiġ ; agus níorḃ fada go dtug Brian faoi deara naċ oileáin a ḃí ionnta aċt aon oileán aṁáin, nó aon ṁór-ṫír aṁáin ; agus sgataṁ beag n-a ḋiaiḋ sin, narḃ ṁór é a iongnaḋ nuair buaileaḋ isteaċ n-a intinn gur ag druideaḋ le eóstaiḃ na Gailliṁe ḃí sé. Nár aiṫniġ sé na beanna—Beanna Beóla ċeap sé ḃeiṫ n-a n-oileáin, agus beagán ó ṫuaiḋ uaṫa an Ċruaċ sin mar ar ċaiṫ Pádraic Naoṁṫa dá ḟiċead lá agus dá ḟiċead oiḋċe ag trosgaḋ agus ag urnaiġe. Ṫáinic mórḋáil air, an ṁórḋáil iongantaċ sin naċ dtig ar aon duine aċt taoḃ amuiġ dá ṫír féin, agus ar a feiceál dó arís. Tógaḋ a ċroiḋe agus a ṁeanma. . . .

Aċt ba gairid dóiḃ tuitim arís. Ṫáinic crataḋ na heagla agus na halltaċta n-a ḃallaiḃ ar an ógánaċ ar ċuiṁneaṁ dó ar ċainnt an ṁairnéalaiġ :

"Críoċ an Áċrainn, an Ṁí-áḋa, agus an Ḟill !"

Ṫosuiġ Brian Óg na nÉaċt ag maċtnaṁ ar stáir a ṫíre le cúig céad bliaḋan roiṁe sin : áċrann—ḃí sé ann gan aṁras ; mí-áḋ—ní mí-áḋ go dtí é ; an feall—ṫáinic na deóra guirt i súiliḃ an ógánaiġ ṁeanmaiġ ṡuḃailciġ seo ag cuiṁneaṁ dó ar a ndéarnaḋ d'ḟeall i nÉirinn ariaṁ. . . .

"Éire, Áċrann ; Banba, Mí-áḋ ; Fódla, Feall ;" arsa Brian Óg na nÉaċt de ġlór crataċ deóraċ.

"Fíor duit an méid sin," arsa duine ar a ċúl, "is maiṫ a baistiġeaḋ ár dtír."

Ṫionntaiġ Brian Óg tart, agus cé ḃí aige ann aċt an caiptín Taḋg Ó Neaċtain.

Ṡín an caiptín mór a láṁ ċuig an ógánaċ, rud naċ ndeárna sé ariaṁ roiṁe sin.

"Tá ḟios agam anois go raiḃ an ḟírinne agat ó túsu," ar seisean, "tá ḟios a'm gur Dálaċ tú, gur mac le Taḋg Mór na mBéimeann Ó Dálaiġ tú."

Ní raiḃ ḟios ag an gcaiptín groiḋe go raiḃ Taḋg Mór féin n-a luiġe faoi ġalar an ḃáis an uair ċéadna sin, mar ní raiḃ ḟios aige céard a ḃí sa litir—dá mbéaḋ ḟios d'innseóċaḋ sé ḋó é, ár ndóiġ—agus idir sagart agus caiptín fágaḋ Brian Óg na néaċt i n-aineólas breóiteaċta a aṫar.

Ḃí an caiptín corruiġte.

"Maiṫ dom é! Maiṫ dom é!" ar seisean, "maiṫ dom gaċ droċ-úsáid dá ḃfuair tú ar bórd na luinge seo, aċt ár ndóiġ, ṡíl mé, niḋ naċ iongnáḋ, gur ag magaḋ fúmsa agus faoi ṁuinntir Ḋála' ḃí tú nuair aduḃairt tú go mba ṁac le Taḋg Mór tú; ṡíleas freisin, go raiḃ tú beagáinín beag éadtrom sa gceann, agus go mb'in é an fáṫ gur díbriġeaḋ as an gColáisde tú—"

"Agus cé'n ċaoi a ḃfuil ḟios agat anois, a ċaiptín, gur Dálaċ mé?"

"An ċaoi ar ḃaistiġ tú do ṫír—aċt ní tusa an ċéad duine ṫug na hainmneaċa sin uirri—"

"D'eile?"

"Do ḋuine muinnteardḋa, Donnċaḋ Searḃ Ó Dálaiġ, a marḃuiġeaḋ céad bliaḋain ó ṡoin," ars an caiptín.

Aċt ba ġairid go raiḃ rud eile ar a aire seaċas an seanċus. Ḃí sé n-a tost ag dearcaḋ ó ṫuaiḋ uaiḋ go grinn, ar an nós naċ ndearcann aon duine eile aċt fear le fairrge, nuair duḃairt sé le Brian Óg na néaċt

ḋul go dtí a ċabán féin go beó, agus an faḋraḋarcán tabairt ċuige.

Rinneaḋ sin.

Ní raiḃ an caiptín i ḃfad ag féaċaint tríd go híogṁaraċ nuair leig sé fead iongantais.

“M’ anam go ḃfuil tú annsin a ḋiaḃail, aċt níl an caiptín Taḋg Ó Neaċtain agat fós, agus dar Ṁanannan! ní beiḋ,” ars an caiptín.

Ṡín sé an faḋraḋarcán ċuig Ḃrian Óg na nÉaċt.

“Ḟéaċ uait ó tuaiḋ,” ars an caiptín leis, “agus innis dom céard tá le feiceál agat, ós agat atá na súile is óige.”

Ċonnaic Brian Óg na nÉaċt rud beag duḃ ag bun na spéire. Ní raiḃ ḟios aige go dtí gur ḟeil sé an faḋraḋarcán dá aṁarc féin, gur long ṁór a ḃí sa rud duḃ sin. Seaḋ, long ṁór faoi ṡeól a ḃí ann.

Ḃí an caiptín a ḃí le n-a ṫaoḃ go himniḋeaċ agus go mí-ḟoiġdeaċ.

“Cé ṁéad crann uirri? Cé ṁéad adeirim?”

“Trí cinn.”

“Agus na seólta—ḃfuil aon ċúrsa istiġ aca?”

“Níor tuig Brian Óg na nÉaċt briġ an ḟocail sin ‘cúrsa,’ agus duḃairt sé sin leis an gcaiptín. Rinne an fear cneasta sin easgaine. Cé’n oileaṁaint a ḃí ġá fáġáil ag aos óg na hÉireann sna Coláistiḃ sin i gcéin?

“Ḃfuil na seólta beag—nó ḃfuil siad mór?” ars an caiptín, agus toċt air go raiḃ an t-eólas a ḃí uaiḋ le n-a ḃaint amaċ ar an mbealaċ sin.

“Níliḋ beag ná mór—táiḋ idir eatorra,” ars Brian Óg na nÉaċt.

Leig an caiptín osna.

“Aċt tá na seólta ag dul i méid—”

"Ag dul i méid?" ars an caiptín, agus iongnaḋ air—cé'n ċaoi a dtuigfeaḋ fear maraiḋeaċta cainnt de'n tsórt sin? Seólta ag dul i méid ar nós roda béaḋ beó! Preit!

"Táid ag dul i méid go mear, go han-ṁear," arsa Brian Óg na nÉaċt.

Ḃuail an caiptín bos ar a ċeatraṁain. Tuig sé anois é.

"Ag sgaoileaḋ na gcúrsaí atáid! Ag sgaoileaḋ na gcúrsaí atáid agus an leatġála seo ann!" agus iongnaḋ air, faoi a ḋánaiġe is ḃíodar.

"Agus a ċaiptín," arsa Brian Óg na nÉaċt, "tá ceann na luinge casta tart aca. Ag dul ó tuaiḋ ḃí sí i dtosaċ, aċt tá sí ag déanaṁ orainne anois, agus a cuid seólta lán de ġaoit, mar ḃéaḋ bolgadáin ṁóra ḃána ann. . . ."

"Feiceann na diaḃail mé, agus táid ar mo tóir, aċt pé aca cé'n rí atá i n-uaċtar i nÉirinn nó i Sasan, cianóg de ċáin ní ḃfuiġe sé ar ḟíon an Dálaiġ, má tá coisméig ar bit fágta sa 'Muirġéis' go fóil," ars an caiptín ag sguabaḋ leis ar nós duine buile.

Annsin tosaiġ an obair ar bórd na 'Muirġéise.' Ḃí téadraċa ġá sgaoileaḋ, agus téadraċa ġá ndaingniú, téadraċa ġá gceangailt agus téadraċa gá gcasaḋ, gan fát gan áḋḃar de réir Ḃriain Óig na nÉaċt; ní raiḃ mac mátar ar bórd naċ raiḃ baint éigin aige le téad—agus, rud níos iongantaiġe fós le Brian Óg na nÉaċt, ċonnaic sé leat na fóirne ag strapadóireaċt suas sna crannaiḃ árda móra bána. A Ḃriain boiċt! is minic d'ḟeicteá an cleas céadna ġá déanaṁ, ó táinic tú ar bórd 'na Muirġéise,' maraċ go mbéaḋ an muir-ġalra ḃeit ort ċom dona is ḃíoḋ ar Iúl Caesar féin an lá ba ṁeasa ḃí sé ar tuinn. . . .

Tá cainnt i ndán agus i n-aṁrán ar an gcaoi ar eiriġ leis an ‘ Muirġéis ’ éalú ó’n bḟriogóid Gallda ‘ Aonraoi IV.’ Aṁráin molta an Ċaiptín Taḋg Ó Neaċtain an ċuid ba ṁó aca ; aċt ní leigeann a n-úġdair orra go mb’éigin do’n ċaiptín macánta a luċt fíona ċur i dtír ar ċostaiḃ Ṗortláirge, agus é díol ann. Aṁlaiḋ do luċt molta i gcoṁnaiḋe. . . .

Agus is ins an limistéir sin d’ḟág Brian Óg na nÉaċt Ó Dálaiġ cos ar talaṁ na hÉireann, do’n céad uair tar éis trí bliaḋna ċur ḋe leis an diaḋaċt, i gColáisde i bfad i bfad i gcéin. An 13aḋ lá d’Iúl 1689 ḃí ann, de réir áiriṁ aimsire na linne sin.

## VII.

Ċaiṫ Brian Óg na nÉaċt agus an Caiptín Ó Neaċtain an oiḋċe sin i dteaċ ósta i nDúngarḃáin, ag ól agus ag iṫe agus ag molaḋ a ċéile, agus ag molaḋ a muinntire, ar an dá taoḃ, siar go dtí an fiċeaḋ glún ; aċt de réir mar ḃí an Caiptín ag ól an ḟíona, is mó an tsuim ḃí ġá ċur aige sna ríġtiḃ ná n-a ṡinnsear féin. Agus ní suim ar a leas é, aċt a ṁalairt : a ṡeaċt mallaċta tug sé do Ṡéamus, agus a oċt mallaċta tug sé do Liam—agus sin a raiḃ de ḋiḟriġeaċt aige eatorra.

“ Agus tá an ḃeirt aca annseo againn i nÉirinn le troid ċur ar a ċéile, agus gaċ duine aca ar ṁaiṫe linne mar ḋeaḋ,” ars an Caiptín Ó Neaċtain, ag briseaḋ isteaċ ar an bpoiliticiḋeaċt, “ ar ṁaiṫe linne, mar ġníteas an cat crónán ! ” ar seisean go fonóideaċ, “ ar ṁaiṫe linne ! ar ṁaiṫe leó féin adeirim—” agus buail sé atṁóg ar an mbórd—“ ag iarraiḋ ár gcuid a ḃaint dinn, ag iarraiḋ cíos agus cáin ċur orainn—.

"Cíos Ríoġ, cíos tíre, cíos cléire,
Cíos Sróine, cíos tóna, cíos téiġte,
Airgead ceann i gceann gaċ féile,
Airgead teallaiġ is bealaiġ is réiḋtiġ."

"Agus naċ ndeirtear go ḃfuil Rí Séamus i ḃfus againn anois," ars Ḃrian Óg na nÉaċt nár taitniġ smaointe an ċaiptín leis ar ċor ar biṫ, "agus nár táinic sé anall ċugainn, le n-ár gcás a réiḋteaċ, agus le troid ḋéanaṁ ar ár son?"

Tóg an caiptín corn mór fíona n-a ġlaic, ċaiṫ siar a ċeann, do ṡluig a raiḃ sa gcorn, agus d'ḟág ar an gclár é, tóin i n-áirde. Leag sé láṁ ar ġualainn ar Ḃrian Óg na nÉaċt agus d'ḟéaċ isteaċ go geanaṁail tuigsionnaċ 'n-a ṡúiliḃ, agus duḃairt—

"Táir an-óg fós, a Ḃriain Óig Uí Ḋálaiġ," ar seisean go h-aṫarúil.

Ní taitniġeann sé le aon óganaċ, atá ag tarraingt ar fiċe bliaḋan, go n-aḃróċaiḋe leis go raiḃ sé óg, mórṁór agus é ag cur síos ar ċúrsaí poilitiḋeaċta, agus níor taitniġ sé le Ḃrian. Dá mbéaḋ sé i ngar do'n leitċéad——

"Nuair a ḃí mé féin óg," ars an caiptín ag líonaḋ amaċ corn eile fíona ḋó féin, agus ag cur gota sgéalaiḋeaċta air féin.

Aċt níor ḋuḃairt sé níos mó, i láṫair Ḃriain Óig na nÉaċt ar ċaoi ar biṫ. Ḃí fios aige-sean go raiḃ an caiptín le sgéal fada ḋéanaṁ ḋe, ġaḃ sé a leitsgéal leis agus ṫug an leabaiḋ air féin.

* * * * *

Ḃí Ḃrian Óg na nÉaċt n-a ṡuiḋe roiṁ an ngréin, agus é ag imteaċt leis isteaċ fríd an tír. Ḃí mála beag bótair fáisgte aniar ar a ḋruim, agus fallaing

ḟairrsing éadtrom de śíoda duḃ na Ḟrainnce, de'n ċineál ċleaċtuiġeaḋ maca léiġinn ó Éirinn sna Coláisdiḃ Diaḋaċta i Roinn na hEórpa an tráṫ sin, ar ġualainn leis. Ṡílfeaḋ duine ó'n ḃfeisteas sin, gur áḋḃar sagairt ó'n ḃFrainnc a ḃí ann ; aċt níor réiḋtiġ an claiḋeaṁ cinn-airgid ḃí ar sileaḋ leis, ná an dá ṗiostal de ḋéanaṁ na Spáinne, leis an tuairim sin : áḋḃar sagairt nó áḋḃar saiġdiúra—ḃéaḋ an té ba ċríonna i mbreiṫeaṁnas, idir an dá ḃaraṁail faoi.

An luċt stáire do sgríoḃaḋ, iad siúd do rinne cur síos air féin, agus ar na heaċtraiḃ rinne sé n-a ḋiaiḋ seo, deir siad go raiḃ sé suas agus anuas le sé troiġte ar aoirde, idir caol agus leaṫan sa ġualainn, é éasgaiḋ bog-éadtrom ar a ċois ar nós fir sléiḃe, (bíoḋ is naċ sa sliaḃ tógaḋ é), agus mórḋáil ḋúṫċasaċ ag sgéiṫeaḋ uaiḋ. Deirfiḋe freisin go raiḃ sé le beiṫ n-a ṡagart, go ndeaċa sé n-a ṡaiġdiúir—an tsaiġdiúraċt agus an tsagartaċt—ḃí an dá ṫréiṫ sin le taḃairt faoi deara san uile órdlaċ dá ċorp, agus i'n-a iomċur freisin.

Agus anois ó tá aiṫne níos fearr againn air a ṗearsain, tig linn bóṫar a ṡiuḃal leis, aċt gan a ċur isteaċ air, ar aon ċaoi.

Ṫar éis suim laete a ċaiṫeaṁ ar a aistir, agus na bailte móra agus fiú na sráidbailte ṡeaċaint, táinic sé ar aḃainn ṁóir nárḃ ḟios dó a h-ainm, agus ó ḃí an droiċead a ḃí san áit briste, b'éigin dó a ṡuaiṁneas a ġlacaḋ ar ḃruaċ na haiḃne. Ag caiṫeaṁ gráinne de ṁin-ċoirce ḋó féin, b'ḟactas dó go mb' ait an rud é nár laḃair duine ná deóraiḋe leis ar feaḋ an lae, aċt go nglanaidís leó nuair d'ḟeicidís ag teaċt é. I dtaḃairne cois sliġe, áit a ndeaċa sé isteaċ ó ḃrotall an lae, do ċaiṫ sé corn de'n leann ba ṁeasa dár.ċaiṫ

sé ariaṁ ; agus, nuair ṡíl sé cainnt a ċur ar ḟear a' leanna, ní raiḃ le fáġáil uaiḋ aċt gannċuid focal. Ní mar sin a ḃíoḋ luċt leanna ḋíol n-a ḋúiṫċe féin !

Seaḋ, agus nuair d'ḟiafruiġ sé de ṡeanḟear, ṫáinic amaċ as boṫán a ḃí ag tuitim ó ċéile, cé'n t-ainm a ḃí ar an áit a raiḃ sé ann, is beag nár ṫuit an té sin ḋá ċois, leis an eagla ṫáinic air. Agus dream páisdí a ḃí ag súgraḋ agus ag déanaṁ spóirt ḋóiḃ féin ar an bportaċ, ṫosuiġeadar ag béiciú, agus d'imṫiġ leó uile go léir sna páisgiḃ, isteaċ faoi'n gcnoc nuair ċonnaiceadar ag teaċt é.

Cé'n eagla ḃí ar na daoine ar ċor ar biṫ ?

Ar ḃruaċ na h-aiḃne ḃí sé agus ḃí an bruaċ an-árd san áit sin. Ḃí báḋ beag feistiġṫe faoi'n mbruaċ, agus beirt ḟear istiġ innti. Más anuas leis an sruṫ i ngan ḟios ḋó, gan torann, ṫáiniceadar, nó iad ḃeiṫ ann sul má ṫáinic sé féin san áit, ní ḟéadfaḋ Ḃrian Óg na nÉaċt a ráḋ. Má ḃíodar ag cainnt i ngan ḟios ḋó ar feaḋ an aċair, nó má ḃíodar gan aċt a ḃeiṫ ag tosnú ar an gcainnt, ní raiḃ ḟios aige aċt oiread. Ṫáinic cuid ḋá gcuid cainnte aníos ċuige ó'n mbáḋ a ḃí faoi'n mbruaċ :

“Caṫ milteaċ mór ḃí ann,” arsa duine.

“Agus nár marḃuiġeaḋ an Rí ? ” ars an duine.

“An ḃeirt aca do marḃuiġeaḋ, más fíor an sgéal,” ars an ċéad duine ; “aċt naċ mór an ṁoill atá sé ag cur orainn a Ḋonnċaḋ ? Duine ní ḋeaċa an bealaċ seo le ḋá uair . . .

Ṡílteá go mba ċuma leis an mbádóir eile cé'n ṁoill do ċuirfiḋe orra, ḋá ḃfuiġeaḋ sé sgéal fíor an ċaṫa.

“Aċt duḃraḋ liomsa, agus tá uġdar maiṫ agam, duḃraḋ liom nár marḃuiġeaḋ aċt Liam— ”

"A leibide! ċreidteá rud ar biṫ. Deirimse gur marḃuiġeaḋ an ḃeirt—"

"Dé ċúis mar sin gur factas Séamus agus sluaġ marcaċ n-a ḟocair i gCinndroma aṫrú aréir?"

"An té ċonnaic is ar meisge ḃí sé—"

D'eiriġ Brian Óg na nÉact n-a ṡeasaṁ, go ḃfaca an ḃeirt ḟear a ḃí sa mbád é, ar an mbruaċ árd ós a gcionn. Ġeiteadar i dtosaċ. Labair Brian Óg na nÉact:

"A' gcuirfiḋ siḃ anonn tar abainn mé?"

"Dé'n ċúis naċ gcuirfeaḋ? Naċ le n-aġaiḋ sin ṫánamar?" arsa duine.

"An le Séamus nó le Liam tú?" ars an dara duine.

"Ní ḟacas ceaċtar aca ariaṁ" arsa Brian Óg na nÉact.

"An andeas nó adtuaiḋ ṫánais?" ars an ċéad duine.

"Andeas," arsa Brian Óg na nÉact.

D'ḟéaċ an ḃeirt ḃadóir ar a ċéile go fiosraċ.

"Sé atá ann," arsa duine i gcogar.

"Sé gan aṁras," ars an duine eile.

"Tá fáilte ṁór againn-ne róṁat a ḋuine uasail," arsa duine de na ḃádóirí, "aċt is mó an fáilte ḃéas róṁat san áit a mbeiḋ tú anoċt," agus ċaoċ sé súil go rógaireaċ ar Ḃrian Óg na nÉact.

Nuair ḃíodar taoḃ ṫall de'n abainn, agus Brian Óg ag imteaċt uata, dubairt duine aca—

"Cúig ṁíle soir díreaċ, gan feaḋ ċur leis gan feaḋ ḃaint ḋe—"

"Droiċead aḋmuid tar an sruṫán," ars an duine eile.

"Agus feicfiḋ sé an teine sa gcoill ann faoi ṁeaḋon oiḋċe," ars an ċéad duine.

Níor tuig Brian Óg na nÉact briġ na cainnte seo

ó tús deire, aċt an oiread is dá mba san Éaḃraċ labraḋ í. Aċt is soir tug sé a aġaiḋ. Rinne sé gáiriḋ faoi féin gur soir ḃí sé ag dul. Agus nuair ṫáinic sé ar ḋroiċead ádmuid, agus coill ṁór giuṁaise le n-a ais, agus nuair a ċuaiḋ sé isteaċ sa gcoill sin, agus nuair a leig sé a sgíṫ ann, rinne sé dá ġáiriḋ eile faoi n-a amaideaċt féin. Aċt cá ḃfuil an fear naċ ḃfuil ṫar fiċe bliaḋan de aois naċ ndéanfaḋ é, dá n-abruiġtí leis imteaċt roiṁe soir díreaċ go ḃfeicfeaḋ sé droiċead ádmuid, agus coill le n-a ais, agus fanaċt sa gcoill go ḃfeicfeaḋ sé teine faoi ṁeaḋon oiḋċe? Agus mór-ṁór dá mba beirt a ḃí ag fanaċt i mbád le n-a ċur ṫar aḃainn tug an ċoṁairle dó? Seaḋ, agus claiḋeaṁ cinn airgid agus dá ṗiostal aige le é féin a ċosaint? Dá aosta é, déanfaḋ an sgéalaiḋe seo an rud céadna sa gcás céadna!

## VIII.

Ḃí sé n-a ḋuḃoiḋċe nuair a ḋúisiġ Ḃrian Óg na nÉaċt istiġ i lár na coille. Ar nós gaċ duine ḋúisiġeann faoi spéir Dé, ní raiḃ aon aċar idir codlaḋ agus dúiseaċt ann, aċt ḃí sé n-a ḋúiseaċt de ġeit, agus a ṁeaḃair iomlán aige. Ċuiṁniġ sé ar an láṫair ar an mbeirt ḃádóirí ċur ṫar an aḃainn é, agus an ċainnt ḋiaṁair dorċa ḃí aca faoi ṫeine i gcoill faoi ṁeaḋon oiḋċe. Rinne sé magaḋ faoi n-a amaideaċt féin, agus áird ṫaḃairt orra; mar sin féin, d'eiriġ sé, agus ġluais leis ag féaċaint suas uaiḋ ar na spéirṫiḃ réaltógaċa ag iarraiḋ déanaṁ amaċ cé'n tráṫ de'n oiḋċe ḃí ann.

Ṫáinic sé go tobann ar ḋoire beag, agus srután ag imteaċt tríd, agus céard a ḃéaḋ le feiceál aige, ar ḃruaċ an tsrutáin, aċt teine ṁaiṫ ádmuid!

"Ní ag magaḋ fúm ḃí na báḋóirí sin," arsa Brian Óg na nÉaċt leis féin ; ḃí an droiċead áḋmuid rómam, agus an ċoill, san áit aduḃraḋ liom go mbeiḋís, agus seo í an teine anois. . . . Is dóċa go ḃfuil sé n-a ṁeaḋon-oiḋċe," agus ḋruid sé leis an teine go h-aireaċ.

Ní raiḃ sé i ḃfad n-a ṡuiḋe gur airiġ sé néal beag codalta ag tuitim—teas na teine agus túirse bóṫair is dóċa, aċt dá ṁéid dár ḟéaċ sé leis, níor ḟéad sé an codlaḋ ċoinneál ó n-a ṡúiliḃ. Ḃí sé idir dá néal nuair a dúisiġeaḋ de ṗreib é. Ċuir sé láṁ le n-a ċrios go beó—ḃí leis ; ḃí an dá ṗiostal, agus an claiḋeaṁ cinn-airgid i gceart. Má's naṁaid ḃí n-a ḟoċair, 'ní ċaillfeaḋ sé a anam gan troid ṁait. Annsin ċuala sé an gáiriḋ ba ḃinne agus ba ċeólṁaire dár ċuir aoiḃneas ar ċluais duine ariaṁ ; na céadta cloġán beag airgeada a ḃí ag baint na meaḃraċ de. Na siḋeóga ċeap sé ḃeit ann, agus rinne sé coṁarta na croise ar a ḃatais. Teiċeaḋ ar a anam, nó fód a ṡeasaṁ—ní raiḃ ḟios aige cé aca de'n dá rud ab ḟearr ḋó ḋéanaṁ. Idir an dá ċoṁairle sin a ḃí an fear óg nuair a táinic rud éigin de ċois éadtrom ar a ċúl, agus ċuir ḋá láiṁ beaga taise ṫart ar a ċloigeann go deas lágaċ muinnteardḋa. Níor ṡíl Brian Óg na nÉaċt ariaṁ, go mbíoḋ cleasaiḋeaċt de'n tsórt sin ag mnáiḃ siḋe le fearaiḃ óga saoġalta, istiġ i lár na coille craoḃaiġe faoi ṁeaḋon oiḋċe ! Dá síleaḋ—.

"Naċ tusa an gaisgiḋeaċ agus an ridire gan éalann," arsa glór banda, "agus tuitim do ċodlaḋ agus óigḃean ag teaċt ċugad n-a h-aonar faoi ṁeaḋon oiḋċe i gcoill ? " agus ḃí magaḋ agus fonóid sa nglór ; ḃí, agus croiḋe óg éadtrom gealġáireaċ.

Ṡíl Brian Óg na nÉaċt labairt, aċt ní raiḃ ann

focal féin a ráḋ. Ṡíl sé a ċeann iompú go bfeiceaḋ sé an té labair, aċt níor leigeaḋ ḋó.

"Fan socair anois," ars an glór arís go magaṁail gealgáireaċ—ó, na clogáin beaga binne ceolṁara airgeada sin, bí an ṁeabair bainte aca de Ḃrian Óg! "Fan socair adeirim, nó súil ní leagfaiḋ tú orm coiḋċe," agus baineaḋ cling eile as na clogáin binne.

Ba leór le Brian Óg an bagairt sin. A raib aige ar an saoġal, do ṫiubraḋ sé é ar an noiméid sin, leis an té bí ag cainnt feiceál.

Leigeaḋ osna ar a ċúl—osna naċ raib mórán de'n brón ann.

"Seaḋ," ars an glór, "is dóċa go gcaiṫfead glacaḋ leat—má bí tú 'do ċodlaḋ féin, agus súil agat liom," agus ṡílteá ar an gcaoi a dubraḋ é, go mb'é baramail an té labair naċ raib sa saoġal seo aċt glacaḋ leis de réir mar beireaḋ sé ort.

An glór arís agus casaḋ eile ann:

"Dá mba fear mise, agus súil agam le óg-ṁnaoi i gcoill, dar Crom! ní 'mo ċodlaḋ béinn roimpe!

Ṡíl Brian Óg na néaċt labairt.

"Bí do ṫost anois," ars an glór, "ní ġlacfaiḋ mé le aon leiṫsgéal uait . . . ní mar seo saṁluiġeaḋ dom go mbéaḋ an sgéal, mo brón! Ní mar sin a béaḋ sé i gceann de sgéaltaib iongantaċa Don Armanta . . . aċt ní mar sílteár bítear."

Bíoḋ casaḋ faoi leiṫ san nglór, le gaċ abairt: brón bréige agus éadtromaċt croiḋe agus dánaċt nár dúṫċasaċ, agus beagán beag de'n sgáṫ ṁaiġdeanaṁail ag baint na sál dá ċéile gaċ re seaḋ.

Ṫosaiġ na clogáin ċeólṁara arís.

"Sílim nár ṁian leat mé feiceál ar ċor ar biṫ—" beaḋ fios ag aon duine nar ṡíl an té a labair a leiṫéid

—" Aċt más mian, ná corruiġ ! ná corruiġ go n-abróċad leat é—agus má ḟeiceann tú ar ċor ar biṫ mé, feicfiḋ tú an iomarca ḋíom. Cá ḟios dom sin an eaḋ ? File ár ndóiġ, file ó Ċiarraiḋe ḃí sa téaċ againn le goirid, agus rinne sé aṁrán. Duḃairt sé san aṁrán naċ mbainfeaḋ aon óganaċ dá ḃfeiceaḋ mé na súile ḋíom go deó . . . agus naċ ḃfuil ḟios ag an saoġal naċ ḃféadfaḋ sé sin ḃeiṫ fíor ? Naċ mbéaḋ sé túirseaċ ḋíom i gcionn lae ? Agus maidir liomsa, sílim go mbéinn le mire i gcionn an lae, dá mbéaḋ súile aon duine sáiṫte ionnam ar an dóiġ sin . . . ní ḃeiḋ tusa mar sin ; ár ndóiġ— "

Stop sí go tobann. Ḃí cuid ḃeag, cuid an-ḃeag de ḃéasaiḃ na haimsire aice, agus maraċ ċoṁ corruiṫe is ḃí sí, ní baoġal go n-abróċaḋ sí an méid sin.

Ḃain sí na lámaiḃ de súiliḃ Ḃriain.

" Ná corruiġ do ċeann go n-abroċad leat é ! "

Ḃruid sí amaċ ó'n teine, agus ó sgáil na gcrann árd, áit a raiḃ loinnir ó ré agus ó réaltóig anuas uirri. Ḋeasaiġ sí í féin go tapaiḋ, agus go híogṁaraċ, agus gan aon ḟeiceál ag Brian Óg na nÉaċt uirri. Nuair a ḃí sí réiḋ duḃairt sí :

" Anois eiriġ 'do ṡeasaṁ, aċt ná iompaiġ do ċeann go n-abróċar leat é. Nuair adeireas mé a trí, tig leat iompú ar do ċois, le mé ḟeiceál. Aċt cuiṁniġ i dtosaċ ar ar duḃairt an file ó Ċiarraiḋe . . . ó seaḋ, is beag nár dearmad mé a ráḋ leat gur faoi ré agus réaltóig i gcoill aduḃairt sé go gcasfaiḋe an t-óigḟear liom "—na clogáin binne sin arís ! " Anois nuair adeireas mé a trí—a h-aon . . . a dó . . . a—ná iompaiġ ! na iompaiġ adeirim ! "

Ḃí an t-anam ag imteaċt as Brian Óg na nÉaċt go ḃfeicfeaḋ sé cé ḃí ag caint leis. Is beag naċ ndeárna

sé féin gáiriḋ nuair ċuala sé an glór arís, ag ráḋ go cantalaċ, mar ḃéaḋ an té go mba leis é go haonraic sa gcoill—

"Céad sgread ṁaidne ort mar ċnapa! Naċ maiṫ a ḃí ḟios agam naċ seastá an oiḋċe!"

Annsin labraḋ go tobann:

"A trí!"

D'iompuiġ Brian Óg go beó ar a ċois, agus annsin ċonnaic sé an t-iongnaḋ. Ċonnaic sé bean óg rug bárr áilne léiṫi ó n-a ḃfaca sé féin ariaṁ de ṁnáiḃ os a ċoṁair amaċ, agus í ag uṁlú ḋó go maorḋa, díreaċ is dá mba i gcúirt ríoġ ḃéaḋ sí, agus go mb'é féin an rí. Maisiġeann solus na gealaiġe an saoġal dúinn, aċt creid mise ann, níl aon niḋ le fáġáil, le pé maise atá i mnaoi a noċtaḋ, ná níos éifeaċtaiġe, ná an ġealaċ ċéadna. Agus ḃí ḟios ag an óġṁnaoi seo é, ó dúṫċas nó ó ḟóġluim: ḃí sí n-a seasaṁ tamall beag amaċ ó sgáil na gcrann árd duaiḃseaċ giuṁaise, áit a raiḃ solus neaṁḋa na gealaiġe ag lonnraḋ anuas ar a ceann órḋa, agus solus dearg na teine ar a héadan beóḋa gáireaċ. Dá mba ar an stáitse i bPáras na Fraince tógaḋ agus d'oileaḋ í, ní ḟéadfaḋ sí í féin a ṡocrú ar ḋóiġ ní ba éifeaċtaiġe. Aċt an gléasaḋ ḃí uirri—gúna bán-ḋearg de'n tsíoda driṫleannaċ, agus é ṫart ar a cosaiḃ ar an ḃféar ar gaċ taoḃ de; an cnapa sin, ar ċuir sí a céad sgread ṁaidne air, ba ċionntaċ leis an ngúna ḃeiṫ ṫart ar an ḃféar ar an dóiġ sin ċeapfaḋ duine gan eólas, aċt níorḃ é, ar ċor ar biṫ, aċt faisiún na linne sin imeasg uaisle Gaeḋeal. Duḃraḋ go raiḃ an gúna sin bán-ḋearg; aċt leis an gcaoi a raiḃ an dá ṡolus ag spóirt agus ag súgraḋ ar an síoda driṫleannaċ, ní ḟéadfaiḋe a ráḋ cé'n daṫ de na céadtaiḃ daṫ ḃí air.

D'uṁluiġ sí arís go magaṁail mar ḋeaḋ agus duḃairt:

"Níor ḋuḃairt tú fós go raiḃ mé go háluinn," ar sise, agus pus ag teaċt uirri.

Maidir le Brian Óg na nÉaċt, an fear boċt! Dá ḃfuiġeaḋ sé Éire air, ní féadfaḋ sé focal a ráḋ. Ḋírig sé é féin, sgaoil sé siar a ċeann noċt maiseaċ, ċaiṫ sé a dá láiṁ amaċ uaiḋ, agus duḃairt:

"Tar anseo! Tar anseo! Tar anseo!" go díograsaċ, agus gaċ cor agus gaċ focal n-a ċuireaḋ ó ċroiḋe.

Ḃruid sí leis go mall maorḋa, agus beinn a gúna fada n-a láiṁ ċlé aici, díreaċ is dá mba i gcúirt ríoġ ḃéaḋ sí. Ṡeas sí i ḃfoisgeaċt trí slat do Ḃrian Óg, agus ḋearc air go cruinn, agus eisean ar nós deilḃ marmair, gan cor as, aċt an falaing de'n ċineál caiṫtear sna Coláisdiḃ diaḋaċta aniar ar a ḋruim.

D'forus d'aiṫne ar an ógṁnaoi nár taiṫnig rud éigin léiṫi. Táinic gruaim ar a malaiḃ.

"Ó! is sagart é!" ar sise agus tuit an croiḋe uirri.

Ḋúisig an focal sin Brian Óg na nÉaċt as a ḃrionglóid.

"Sagart!" ar seisean, "ní sagart mise!" agus síltea gur ċuir sé níos mó fuinneaṁ sa gcainnt, ná d'feil do duine a ḃí n-a áḋḃar sagairt ráite roiṁe sin.

"Aċt t' falaing—"

"Ní clóca ġníteas sagart," ars Brian Óg na nÉaċt go fuinneaṁail.

"Agus ní gúna ġníteas bean," ar sise; "is mó an tsuim atá agat ġá ċur 'mo ġúna, ná ionnam féin," agus táinic an pus bréige uirri arís. Aċt nuair tug sí faoi deara go raiḃ an fear óg trí n-a ċéile táinic aiṫméala uirri agus duḃairt—

"Ná bac liom ar ċor ar biṫ," ar sise, "níl ionnam aċt girrseaċ beag óg éidtreóireaċ," agus d'eirig a gáiriḋ

binn, a raiḃ céol na gclogán airgeada ann, i n-uaċtar.

Aċt nuair ċonnaic sí an t-átas táinic ar éadan Ḃriain Óig labair sí arís—

“Girrseaċ beag éidtreóireaċ, agus í ag umlú do'n sagart solaṁanta pobuil!”

Táinic atrú eile ar éadan díograsaċ an ḟir óig.

“Ná déan gol a leinḃ! Ná déan gol!” ar sise go magaṁail, agus í ag druideaḋ leis.

Rug Brian Óg na nÉaċt ar láiṁ uirri, agus tug póg dá méaraiḃ fada caola go móḋaṁail.

“Fáiltiġim róṁat a ḃainrioġain na coille!” arsa Brian Óg na nÉaċt.

“Tá cainnt aige mara ḃfuil ciall,” ars an ḃean óg, díreaċ is dá mbéaḋ sí n-a haonar.

Tionnlaic sé go dtí an teine í.

“Tá an oiḋċe fionnḟuaraċ, agus gan ort aċt gúna eadtrom—” na clogáin binne sin ag cur isteaċ air arís!”—agus nuair ċuirim an clóca seo tart ort, sgaoilim díom anuas aon ċoṁarta sagartaċta ḃí orm ariaṁ—”

“Sílim go ḃfuil ciall aige ċoṁ maiṫ le cainnt—agus dataṁalaċt!” léiti féin ḃí sí gá ráḋ ar ndóiġ!

Ṡuiḋeadar beirt cois teine ar stumpa de ċrann.

## IX.

Ḃíodar sgataṁ maiṫ annsin gan focal ó ċeaċtar aca, eisean sna spéirtiḃ uaċtaraċa, agus ceapaḋ aige i gcúl a ċinn gur i mbrionglóid a ḃí sé, agus go mbéaḋ an ḃé imtiġte nuair a ḋúiseóċaḋ sé as a ḃrionglóid, agus ise ag féaċaint isteaċ i gcroiḋe na teine, agus an gáiriḋ sin a raib ceol na gclogán binn airgeada ann

ġá ḋéanaṁ aice ó am go ham, de réir mar ḃíoḋ na smaointe greannṁara ag teaċt ċuici. Gaċ uile uair a dtosuiġeaḋ céol na gclogán sin, do ḋúisiġeaḋ Brian Óg na nÉaċt as an mbrionglóid, agus d'ḟéaċaḋ le iongnaḋ ar an mbé a ḃí le n-a taoḃ; aċt áird ní raiḃ aici siúd ar aon niḋ, aċt ar a cuid smaointe féin de réir cosaṁalaċta. Agus an uile uair a ndearcaḋ sé uirrí, agus solus na teine ag déanaṁ spóirt ar a héadan agus n-a folt órḋa, tagaḋ fonn air barróg taḃairt di agus ḃeiṫ ġá pógaḋ agus ġá pógaḋ agus ġá pógaḋ. . . .

D'ḟéaċ sí air ar a nós tobann féin.

"Is dóċa go gceapann tú gur girrseaċ ḃeag éidtreóireaċ mé," ar sise ag dearcaḋ idir an dá ṡúil go solumanta air.

Níor ḟan sí le freagra uaiḋ, má ḃí sé n-a ċumas ceann a taḃairt uirri. Lean léiti:

"Aċt ní heaḋ ar ċor ar biṫ," ar sise, "aċt bean óg a bfuil aois agus ciall na Cailliġe Ḃéara aice . . . agus ní ar an gcasán ṗioc mé suas í, aċt í ċeannaċt go daor. . . ."

D'ḟéaċ Brian Óg na nÉaċt uirri faoi iongnaḋ. B'ḟactas dó gur ċruaḋaiġ a héadan go mór ó ċonnaic sé i dtosaċ í.

"Anois, caitfiḋ mé roinnt ceisteanna ċur ort," ar sise, "agus beiḋ ḟios agat annsin naċ girrseaċ ḃeag éidtreóireaċ atá agat ionnam, má's duine le tuigsint tú, agus síḷim gurab eaḋ."

Má ḃí ciall ná tuigsint ag Brian Óg na nÉaċt ariaṁ, agus is eól dúinn go raiḃ, ní raiḃ splannc díoḃ fágta aige faoi seo. Tosaiġ sí go tobann mear:

"Cár casaḋ na bádóirí leat?"

Duḃairt sé nárḃ eól dó ainm na háite.

"Agus ar innis siad duit faoi ḋroiċead áḋmuid agus an ċoill?"

"D'innis."

"Agus faoi'n teiniḋ ḃéaḋ fadaiġte sa gcoill sin faoi ṁeadon oiḋċe?"

"D'innis."

"Agus ar ḟiafruiġ siad díot a mba sagart nó bráṫair tú?"

"Níor cuireaḋ ceist de'n tsórt orm, ní raiḃ cáll leis."

Ḃuail sí bárr a coise i n-aġaiḋ na talṁan go feargaċ cantalaċ.

"Na plaiḋcí?" ar sise, "ní ḃíonn tuigsint ná meaḃair cinn ag an daorṡluaġ sglábaiḋte sin!"

D'iompuiġ sí air arís:

"Agus ní sagart tú?" ar sise.

"Ní heaḋ."

"Agus ní bráṫair tú?"

"Ní heaḋ."

"Agus ní Francaċ tú?"

"Ní heaḋ—aċt céard tá agat i n-aġaiḋ na bFrancaċ cróḋa?"

"Níorḃ ċáll dom an ċeist sin ċur ort," ar sise, "dá mba Francaċ tú, ní ḃéadtá cúpla uair annseo sa gcoill liom, n-ár n-aonar gan—" agus ṫáinic crataḋ gránnda uirri, dá buiḋeaċas.

"Agus ní cáll dom, aċt an oiread, ḟiafruiġe díot an bfuil aon éalann ort—

"Níl."

D'ḟéaċ sí go cruinn air arís, ní raiḃ ḟios ag an bfear boċt an ar a ċeann nó ar a ċosaiḃ ḃí sé n-a ṡeasaṁ ag an óġṁnaoi iongantaċ seo.

"Rinne na bádóirí a gcuid gnóṫa go maiṫ n-a ḋiaiḋ

sin féin," ar sise mar ḃéaḋ sí ag caint léiti féin, "nó b'éidir gur i ndán dom a ḃí sé ag Dia. . . ."

Ruġ sí ar láiṁ air, ar a nós tobann féin agus duḃairt:

"Pósfad tú," ar sise, ċoṁ neaṁċúiseaċ is dá mbéaḋ sí a ráḋ leis go raiḃ sé ṫar am aici dul aḃaile.

Ġeit Brian Óg. Ṫug sise faoi deara é sin.

"Ná bí ag ceapaḋ," ar sise, "gur óigḃean ró-ḋána mé, mar ní heaḋ, aċt bean ṁoḋaṁail ṁúinte oilte de bunaḋ uaisle Gall-Ġaeḋeal, agus maraċ an gáḃaḋ 'n-a ḃfuilim, ní aḃróċainn an focal aduḃras, agus ní ḃéinn annseo anoċt . . . aċt nárḃ fearr dúinn suiḋ ar an seanċrann cois na teine arís, go n-innseóċad fios fáṫa an sgéil duit. . . ."

Ṫionnlaic Brian Óg na nÉaċt í go dtí an teine go huaiḃreaċ agus go hómósaċ.

"Mara raiḃ tú orra siúd ċleaċtaiġ cúirteanna ríġte ariaṁ," ar sise, "tá a suḃailcí agat gan a nduḃailcí," agus d'uṁlaiġ sí dó.

Ṡuiḋeadar beirt.

"Ṫugas mo ṁionn agus mo ṁóid," ar sise, go bpósfainn an ċéad fear gan éalann, agus gan é ḃeiṫ n-a Ḟranncaċ, ḃéaḋ ag iarraiḋ dul ṫar an aḃainn ag Cora an Ġaḃair indiu—tusa an fear sin, agus na báḋóirí ċuireas amaċ leis an ḃfear sin a ṫreórú ċugam, ċuireadar ċugam tú: ḃfuil tú sásta, nó —?

Greim láiṁe an freagra fuair sí; agus leis an gcaoi d'ḟéaċ sí air, ní ḃéaḋtá ag dul amuḋa 's a ráḋ go mb'in é an freagra ab ḟéarr léiti.

"Agus sé an fáṫ go dtugas an ṁóid sin," ar sise, "mar, dá mb'é an diaḃal féin é, b'fearr liom agam é ná Toṁalltaċ Tréan— "

"Agus cé hé an Tomalltaċ Trean seo?"

"Naċ iad na smaointe atá ar fuaidreaṁ orm anoċt!"

aR sise, "acht is tusa is cionntach leis ; ní fhéadfadh duine a sgéal féin innseacht duitse i ndiaidh chéile, ó thús deire ; mar cheapfadh sé, gan aon achar, go raibh aithne aige ort le n-a bheó, agus go raibh fios agat an chuid ba mhó de'n sgéal chéana féin. Acht maidir le Tomhalltach Tréan— "

Tháinic creathadh na heagla uirri nuair a chuimhnigh sí air.

"An Tomhalltach Tréan seo, bhí sé sa gcaisleán againn i bhfad sul má rugadh mise, 'n-a ghiolla each ag m'athair— sé Sir Séamus de Lása m'athair, b'éidir gur chuala tú caint air—agus 'ch uile lá ariamh, chomh fada siar is téidheann mo chuimhne, bhíodh eagla orm roimhe. Shíleas tráth go mb'é an diabhal féin é, agus go raibh crúba faoi istigh n-a bhrógaibh, i n-ionad cosa ; acht ní rabhas acht 'mo pháisde an uair sin . . . ar chuala tú aon torann sna sgeachaibh annsin thall ? " agus dhruid sí isteach leis an bhfear.

D'éisteadar beirt tamall.

"Sionnach a bhí ag srónach thart ag iarraidh béile," arsa Brian Óg na néacht, agus chuir sé lámh cosanta thart uirri.

"—— annsin, nuair a chualas go raibh mé féin agus mo mháthair le dul do'n Fhrainnc, le cuairt a thabhairt ar a muinntir, ní raibh aithmhéala orm ag fágáil na tíre seo, mar bhéinn sgartha le Tomhalltach Tréan . . . acht mo léan ! cuireadh n-ár dteannta é, le n-ár dtionnlacan ! Nach mé ghol go fras nuair chualas go raibh sé ag teacht ! Agus bhí fios ag an gcladhaire cé'n eagla bhí orm roimhe. Agus bhí fios ag m'athair é, chomh maith céadna . . . agus nuair do lean sé mo mháthair do'n Fhrainnc, ba mhór an spóirt aige, i ndiaidh dinnéara, nuair a bhíodh sé féin agus na hoifigigh eile airm, ag ól fíona, Tomhalltach Tréan a bhagairt ormsa . . . agus sa leabaidh liom féin, tráth bagruighthí mar sin orm é, ní fhéadfainn néal codalta

ḋéanaṁ—b'ḟactas dom go gcualas glórṫa daoine ar imeall na coille ṡoir— " agus ḋruid sí isteaċ le Brian Óg n nÉaċt.

Ċuireadar beirtcluas orra féin.

Labair ublaċán i bḟad uata.

" An t-ublaċán ag labairt leis an oiḋċe," arsa Brian Óg na nÉaċt.

" Agus anois, táim luaiḋte leis ag m'aṫair," ar sise, " mar tá greim aisteaċ éigin ag Toṁalltaċ Tréan air, agus maraċ gur éaluiġ mé uata anoċt, le pé duine i rioċt fir ṡéolfaḋ Dia ċugam a ṗósaḋ, ḃéinn 'mo ċéile aige ar maidin . . . sin é duḃairt m'aṫair. Agus duḃairt an Rí go mba ṁaiṫ leis féin bainis Ġaeḋealaċ ḟeiceál, mar naċ ḃfaca sé ceann ó táinic sé sa tír—"

" Cé'n Rí aduḃairt sin ? " arsa Brian Óg na nÉaċt.

" Rí Séamus ár ndóiġ."

" Agus ce'n baint atá ag Rí Séamus, ná ag aon diaḃal eile de ríġ le do ċleaṁnas-sa ? "

" É ḃeiṫ sa teaċ againn, ár ndoiġ, ag fanaċt go mbeiḋ an soiteaċ ḃéaras do'n Ḟrainnc é ar fáġáil—"

" É sa teaċ agaiḃ—"

" Seaḋ : cá raiḃ tú ar ċor ar biṫ, nár ċualais na sgéalta móra ? Nár ċuala tú faoi'n gcaṫ millteaċ tugaḋ cois Bóinne cúpla lá ó ṡoin, mar ar briseaḋ ar Ṡéamus, agus an ċaoi ar imṫiġ sé leis, gan fanaċt le crúḋ caillte ċur faoi n-a ċapall, gur ṡroiċ sé Áṫ Cliaṫ ? "

Focal faoi níor ċuala Brian Óg na nÉaċt.

" Agus tá uaisle Gaeḋeal n-a ḟoċair againn-ne, agus iad ag iṫe a n-iongan le olc leis, nár leiġ an Rí meatta dóiḃ, fanaċt le seasaṁ i n-aġaiḋ a naiṁde, gan iad taḃairt annseo aduaiḋ leis féin a tionnlacan . . . agus anois ó's maiṫ leis bainis Ġaeḋealaċ ḟeiceál caiṫfiḋ mise Toṁalltaċ Tréan a pósaḋ ar maidin—"

"Dá mbéaḋ ríġte agus uaisle an doṁain ṁóir ann, ní leigfinn-se dóiḃ an cleaṁnas sin a déanaṁ," arsa Brian Óg na nÉaċt go fíoċṁar, agus d'ḟáisg sé láṁ ċosanta tart uirri.

"Sin cainnt taiṫniġeas liom ó ḟear, a . . . a . . . naċ ait naċ eól dom t'ainm ná do ṡloinneaḋ, agus aiṫne agam ort leis an tsíoraiḋeaċt, fé mar ṁotuiġim—"

"Brian Óg Ó Dálaiġ atá orm," ars Brian Óg go mórḋálaċ.

"Is binn liom é mar ainm, agus is uasal," ar sise.

"Aċt naċ fearr dúinn," ar seisean "beiṫ ag bogaḋ as seo a . . . a . . ."

"Isbéal de Lása—"

"Naċ fearr dúinn beiṫ ag imṫeaċt as seo, ar eagla go mbeiḋfí ar do ṫóir a Isbéil, a ċuid," arsa Brian Óg na nÉaċt.

"Ní baoġal dúinn," ar sise, "támuid ceiṫre míle ó'n teaċ."

"Ar maidin mar sin," arsa Brian Óg na nÉaċt "le fáinne an lae beiḋmid ag imṫeaċt."

Fágaḋ mar sin é. Agus d'ḟan an beirt leanán, casaḋ le ċéile ar an dóiġ ait seo, ós cionn na teine i riṫ na hoiḋċe, agus clóca sagartaċta ós cionn na beirte ag coinneál drúċta agus fuaċta na haimsire uaṫa, ag cur an aiṫne diaṁar sin ar a ċéile naċ gcuireann duine ar ḋuine eile aċt uair aṁáin i gcaiṫeaṁ saoġail. Ḃí an Rí agus a ṁuintir ag déanaṁ fleiḋe gan mórán aċair uaṫa—ba ċuma leó; ḃí an faolċú alpaċ ag aṁastraiġ ar ṡleasaiḃ an tsléiḃe i ḃfogus dóiḃ—ba ċuma leó; ḃí an broc ag faire n-a ṗoll—ba ċuma leó; ḃí an torc ag smúraċt roiṁe sa gcoill ar ṫóir biḋ—ba ċuma leó. Ba ċuma leó aon niḋ—nárba leó an saoġal, agus saoġaltaí nár cruṫuiġeaḋ fós . . . ?

## X.

Aċt níorḃ ḟada gur cuireaḋ i gcéill ḋóiḃ daoine eile ḃeiṫ ar an saoġal seaċas iad.

Ḋúisiġeaḋ as an aisling ġráḋa n-a raḃadar go tobann iad, nuair ċualadar ċuca tríd an gcoill torann agus foṫrom eaċraiḋ, agus iad ag baint ceóil as an talaṁ. D'eiriġeadar de ġeit ar ċlos an ċeóil sin ḋóiḃ; aċt ḃí sé fánaċ aca ḃeiṫ ag iarraiḋ éalú—ḃí sé ró-ḋeireannaċ, agus ba léir go ḃfaca na marcaiġ an teine.

Ḃí faitċíos an tsaoġail ar an mnaoi óig, ar Isbéal de Lásaiġ, nuair ċuiṁniġ sí ar Ṫomalltaċ Tréan ar ball roiṁe sin, agus é i ḃfad uaiṫi; aċt nuair a ḃí an ċontaḃairt buailte léiṫi, d'eiriġ sí ċoṁ cróḋa le torc i sáinn. Ní raiḃ le déanaṁ aca aċt a ḃfód a ṡeasaṁ.

Ċúladar beagán mar ḃí carraig ṁór taoḃ ṫiar ḋíoḃ, agus ba ṁaiṫ an taca aca í.

“Bíoḋ na piostail agatsa a Isbéil a ċuid,” arsa Brian Óg na nÉaċt. “Táid i rioċt caitte. Troidfeadsa leis an gclaiḋeaṁ—níor ċlis Cinn-Airgid ariaṁ orm fós.”

“Siúd ċugainn iad!” arsa Isbéal go réiḋ ciúin, agus díreaċ ar an láṫair sin, siúd ċuca naonḃar marcaċ, agus níorḃ ḟaċtas ariaṁ a leiṫéidí eile de ġramaisg, sa mbaile nó i gcéin. Ḃí Ṫomalltaċ Tréan n-a ċeannaire orra, agus nuair a leag Brian Óg na nÉaċt súil de'n ċéad uair air ṫuig sé nárḃ iongnaḋ eagla ḃeiṫ ar aon óġṁnaoi roiṁe. Ṫuirling sé de léim dá ċapall, agus ó ḃí an ḃeirt leanán ar an dorċadas ní ḟaca sé iad. Aċt connaic Brian Óg na nÉaċt eisean go rí-ṁaiṫ, agus é i solus na teine: má ḃí sé cúig troiġṫe ar airde sin a raiḃ i aċt mara raiḃ aon airde ann, ḃí leiṫead de

ḟaras-bárr. Ṡíl Brian Óg na nÉaċt naċ ḃféaḋfaḋ aon ḟear rugaḋ ḃeiṫ ċoṁ leaṫan leis, agus maidir le n-a guailniḃ ḃí air, níl aon ċur-síos ná innseaċt sgéil orra le méid. Ṫuit a hata dá ċeann nuair léim sé dá ċapall, nó b'éidir go mb'aṁlaiḋ gur baineaḋ de é le géag crainn sa gcoill, agus ribe gruaige ní raiḃ ar an gcloigeann cruaiḋ cnáṁaċ liaṫróideaċ sin, aċt an oiread is ḃéaḋ ar sgáṫán ; an té go mbéaḋ ḟios aige naċ raiḃ ribe air nuair do rugaḋ é, agus nár ḟás ribe air ariaṁ, ba ṁó an t-uaṫḃás ċuirfeaḋ sé air.

Dá gcloisfeá na mionna móra ḃí ġá spalpaḋ aige nuair naċ raiḃ aon duine ann roiṁe ! Ḃí an ḃeirt leanán ċoṁ socair le dá ċoinín, agus súil aca go mb' éidir go nglanfaḋ gramaisg na heaċlainne agus a gceannaire leó, nuair naċ raiḃ an ċreaċ rómpa.

“ Ná caiṫ go ḃfeice tú go mbeiḋ ḟios aige sinn-ne ḃeiṫ annseo,” ars Brian Óg na nÉaċt i gcogar.

Aċt is geárr go raiḃ ḟios aige sin.

“ Lorg a cos annseo agam ! ” ar seisean n-a ṡeanḃéic agus dar—ní fada go mbeiḋ na cosa féin agam, seaḋ agus ! ” agus siúd ar aġaiḋ é i dtreó na beirte agus lann n-a ġlaic.

Sgaoileaḋ an t-urċar go tobann, aċt ní hé Toṁalltaċ Tréan a ṫuit, aċt duine dá luċt leanaṁna. D'imṫiġ an leaṫ is mó den ċuid eile leó sna ḃfráisgiḃ le eagla. Cárḃ ḟios ár ndóiġ, cé ṁéid fear armṫa ḃí i ḃfolaċ sna sgeaċaiḃ ? Caiṫfear áḋmaċtáil aṁṫaċ, go raiḃ a ċuid féin de'n ṁisneaċ ag Toṁalltaċ Tréan : ní ḋeárna an t-urċar a sgaoileaḋ faoi aċt mar ḋéanfaḋ an gríos do'n tarḃ buile ; siúd ar aġaiḋ arís é, a ċeann cruaiḋ cruinn faoi aige, cuḃar le n-a ḃéal, agus fuinneaṁ faoi a leagfaḋ teaċ. Sgaoileaḋ an dara urċar faoi, agus é

i ḃfoisgeaċt deiċ slat do'n ċarraig mar a raiḃ an ḃeirt leanán aċt má sgaoileaḋ, doċar ní ḋearna sé ḋó.

Leig Isḃéal boċt osna.

Ḃí Ḃrian Óg na nÉaċt ar aġaiḋ beagán ó Isḃéal, agus é ċom ciúin le cat ḃéaḋ ag faire luċóige agus ċom haireaċ ; ḃí a ċlaiḋeaṁ réiḋ aige le cur trí ċorp a naṁad, agus ní ḃéaḋ aon ċall dó fuinneaṁ ċur san amus—ḋéanfaḋ an fear buile ḃí ċuige é sin é féin, mar ḃí fuinneaṁ na seaċt ndiaḃal déag faoi san ruatar mire sin. Aċt níor sáiṫeaḋ Toṁalltaċ ar ḃárr claiḋiṁ : nuair ḃí sé beagnaċ buailte leis an náṁaid, agus bárr na lainne le n-a ġualainn, ċroċ sé suas é féin le luas lasraċ, gur buaileaḋ a ċloigeann cruaiḋ cruinn faoi uilinn Ḃriain Óig na nÉaċt gur cuireaḋ an láṁ sin, agus an claiḋeaṁ a ḃí i ngreim innti, i n-áirde go neaṁurċóideaċ, agus gur caiṫeaḋ meaḋċan agus fuinneaṁ Toṁalltaiġ Ṫréin isteaċ ar Ḃrian Óg na nÉaċt go ndeaċa an ḃeirt aca go talaṁ ag coiṁlint agus ag coraiḋeaċt le céile.

Ṡíl an fear íseal, (agus is é a ḃí i n-uaċtar), ṡíl sé a lann ġéarr féin a ċur i gcroiḋe Ḃriain, aċt fuair sé aon ḃuille aṁáin de ḃata trom sna haltaiḃ ó Isḃéal, gur cuireaḋ a lann cúpla slat uaiḋ. Maidir le luċt leanaṁna Toṁalltaiġ Ṫréin, an méid díoḃ nár imṫiġ leis an eagla, ṡíleadar siúd naċ raiḃ sa láṫair aċt an fear a raiḃ Toṁalltaċ Tréan ag troid leis, agus ní ḟaca aon duine aca ariaṁ fear naċ raiḃ Toṁalltaċ i n-ann a ċlaoiḋ i gcoṁrac colna. Nuair ċonnaiceadar an bean óg áṁ, ṫáiniceadar uirri le ruatar, gur ċaiṫeadar eangaċ teann ṫart uirri, go raiḃ Isḃéal boċt de Ṫásaiġ i sáinn ag a naiṁde.

Liúġ níor leig sí. Osna níor éalaiġ uaiṫi agus a

sgáṫṁaire is ḃí sí ar ball beag roiṁe sin, nuair naċ raiḃ an ċontaḃairt n-a gar.

Ḃailiġeadar tart ar an mbeirt a ḃí ag coiṁlint ar an talaṁ go ḃfeicidís an troid. Caḃair ná congnaṁ níor ṫugadar dá gceannaire; ní eisean ḃéaḋ buiḋeaċ díoḃ dá dtiuḃraḋ—ḃeiṫ ag ceapaḋ naċ raiḃ sé i n-ann ógánaċ bog mar é a ċlaoiḋ!

Ar ṡíl tú meall feóla a sgiobaḋ ó leoṁan ocraċ ariaṁ? An dtuigeann tú cé'n sórt troda ḋéanfaḋ an beiṫiḋeaċ sin, dá mbeireaḋ sé ort tar éis a ḋéanta? Má ṫuigeann, tá ḟios agat cé'n sórt troda rinne Toṁalltaċ Tréan le Brian Óg na nÉaċt. Naċ raiḃ a naṁaid tar éis a ṁeall feóla do sgiobaḋ uaiḋ, agus naċ n-eireóċaḋ leis a ṫaḃairt ċun siuḃail maraċ é féin ḃeiṫ san áirdeall, agus a ṫeaċt air i n-am?

An t-ógánaċ a ḃású, sin é ḃí uaiḋ agus ní a ṁalairt. Ḃíodar annsiúd beirt ar an talaṁ ag únfairt, agus gaċ aon osna túirse agus liúġ múċta asta. Ba ċumasaiġe Toṁalltaċ go mór fada ná Brian Óg na nÉaċt, aċt ba sgiobṫa Brian. Uaireannta, ṡílteá go n-eireóċaḋ leis an ḃfear íseal na fiacla cruaḋa, nó na hiongain ró-ḟada, ċur i gcluais nó i sgórnaċ a naṁad; aċt ċasaḋ agus lúbaḋ Brian Óg na nÉaċt é féin ar nós eascon, agus d'éaluiġeaḋ uaiḋ. É féin a ċosaint, imṫeaċt ar ċaoi éigin ó'n anfa ċuṫaiġ seo ḃí ag iarraiḋ é ċur dá ṫreóir, an t-aon rud aṁáin a ḃí ó Ḃrian Óg. Dá ḃféadfaḋ sé eirġe n-a ṡeasaṁ, ċeap Brian Óg go mbéaḋ leis, go dtiuḃraḋ sé a ḋóṫain le déanaṁ dá naṁaid dá ċumasaiġe é. Ṡeas sé go maiṫ ḋó freisin é féin ḃeiṫ ar a ċosaint agus ar a aire, agus a naṁaid ḃeiṫ le mire, mar ḃéaḋ beiṫiḋeaċ allta ann, nó tarḃ buile go gcraṫfaiḋe cirteaċ dearg ós a ċoṁair.

Uair aṁáin agus a dá láiṁ tart ar ġuailniḃ

Ṫomalltaiġ ag Brian, (agus is ar éigin a ndeaċa siad ṫart), ṡíl an fear íseal é ḃualaḋ san éadan le n-a ċloigeann cruaiḋ cruinn maol. Dá ḃfuiġeaḋ Brian Óg na nÉaċt an buille sin agus an fuinneaṁ ḃí leis agus an meaḋċan ḃí taoḃ ṫiar de'n iarraċt, ḃí deire a ré agus a ṡaoġail ann ; aċt ní ḃfuair, mar d'eiriġ leis é ḟéin tarraingt ar leattaoḃ ó'n mbuille, agus marar leagaḋ an crann beag ṫáinic sa mbealaċ ar ċloigeann Ṫomalltaiġ crataḋ go mór é, agus tuit cuid mór de'n duileaḃar anuas ar an mbeirt ḃí ar an talaṁ, agus aon éan beag aṁáin ḃí n-a ċodlaḋ n-a neid, d'eiriġ sé agus d'imṫiġ leis ag sgréaċġail sna spéirtiḃ.

Is beag naċ ndeaċa Isbéal de Lása, a ḃí istiġ 'n-a heangaċ faoi ċúram beirte, agus í ag féaċaint ar an gcoṁrac diaḃalta seo, is beag naċ ndeaċa sí i ḃfanntaise.

Ḃí an oiḋċe ag eirġe roinnt dorċa, mar ḃí an ġealaċ faoi agus sgamaill ṁóra ag gluaiseaċt treasna na spéire ; aċt nuair d'eiriġeaḋ na lasraċa aníos as an teine ṁóir áḋmuid, nuair do ṡéideaḋ an ġaoṫ an gríosaċ, do ḋattaoi an ḃeirt iomaiḋteóir de réir daṫa na lasraċa d'eiriġeaḋ aníos as an teine. Annsin b'uaṫḃásaċ an feic iad ag únfairt ar an talaṁ, ar an mbogán agus ar an gcruaḋán, agus an ḃeirt aca tugṫa traoċta. Maraċ an óigḃéan uasal sin Isbéal de Lása ḃeiṫ sa láṫair . . . seaḋ maraċ sin, d'ḟéadfainn níos mó a ráḋ faoi. . . .

Lúb dár ċuir Brian Óg na nÉaċt ḋe, agus fuair Tomalltaċ Tréan a ḟaill air. Níorḃ leis doḃ' ḟailiġe é. D'eiriġ leis a ṡeanġreim, an greim sin nár bogaḋ ċoiḋċe aċt an oiread is ḃogfaḋ an broc a ġreim agus é i ngreim i gcnáṁ, d'eiriġ leis an greim sin d'ḟáġáil ar Ḃrian Óg. Dá mbéaḋ neart Ċonċulain sa ḃfear óg ní ḟéadfaḋ sé imṫeaċt ó'n ngreim sin. D'ḟáisg Tomalltaċ,

agus d'ḟáisg agus d'ḟáisg gur ṫosuiġ súile an ḟir óig ag eirġe amaċ as a ċloigeann le teann an ḟáisgṫe sin. Aon osna beag aṁáin, agus ċuaiḋ Brian Óg na nÉaċt i laige. . . .

Ba ṁór an trócaire ó Ḋia é go raiḃ Isbéal de Lása i bḟanntaise, agus naċ bḟaca sí an fáisgeaḋ marḃánta sin; dá bḟeiceaḋ, is baoġalaċ gur i bḟanntaise gan críoċ d'ḟanfaḋ sí.

D'eiriġ Toṁalltaċ Tréan—ar a dá ċois deire a mb' ḟóbair dom a ráḋ—d'eiriġ an fear íseal n-a ṡeasaṁ, d'ḟéaċ tart ar a luċt leanaṁna go mórḋálaċ, mar ḃéaḋ sé ag taḃairt a nduḃṡlán ċun troda. Aċt ní raiḃ aon duine sáṫaċ amaideaċ ann le coṁrac taḃairt dó.

“Ceangluiġtear an preabaire sin le téadaiḃ caola cnáibe, agus nuair ḃéas sé i n-ann cos a ċur faoi, siuḃlaḋ triúr agaiḃ leis go dtí an caisleán. Má imṫiġeann sé uaiḃ—” aċt níor ḋuḃairt sé cén mí-áḋ a d'imreóċaḋ sé orra, dá leigfidís dó éalú.

Anonn leis annsin go dtí an áit a raiḃ Isbéal de Lása 'n-a luiġe san eangaċ. Sé Tomalltaċ Tréan, a ḃí ag cromaḋ ós a cionn, an ċéad rud ar leag sí súil air tar éis a fanntaise ċur ḋi.

“Cá bḟuil Brian?” an ċéad focal aduḃairt sí sul má d'aiṫniġ sí cé ḃí ann.

Nuair d'aiṫniġ ċuaiḋ sí i bḟanntaise arís.

“Ná! ná!” arsa Toṁalltaċ, “Brian atá air; níor ċualas cainnt ar aon Ḃrian tart san gceanntar seo, aċt is geárr go mbeiḋ fios cé hé agus cé'n smaċt ċuirfeas an Rí ar ḃiteaṁnaċ ḃíos ag iarraiḋ éalú le mnaoi atá luaiḋte le fear eile.”

Nuair d'eiriġ Isbéal as an bḟanntaise arís, ḃí sí ar aon ċapall le Toṁalltaċ Tréan, láṁ leis siúd tart uirri,

agus iad ag gluaiseaċt tríd an gcoill i dtreó tiġe aṫar na mná óige.

Ḃí Brian Óg na néaċt agus a ġárda tamall maiṫ rómpa,

## XI.

Leig dom fear go mba mór le ráḋ é le n-a linn a ċur i n-aiṫne duit, a léiġṫeóir.

Is Rí é de réir a ḋúṫċais, agus de réir ḋliġe, bíoḋ is naċ ḃfuil cosaṁalaċt ró-ríoġḋa air i láṫair na huaire seo ; is rí é, bíoḋ is go ḃfuil trí ríoġaċt caillte aige, agus é ar a teiċeaḋ ó'n tríoṁaḋ ceann ; is Rí é má's claḋaire, agus is claḋaire é, má's rí.

“Séamus Stuart, rí na hAlbann agus na nOileán, Ṡasana, Éireann agus na Ḟrainnce!” agus uṁluiġ dó a léiġṫeóir, má togruiġir.

* * * *

Tig linn a ḋul isteaċ n-a ṡeómra codalta i gcaisleán ná Lásaċ, ós iad ár seanċáirde ó'n gColáisde Gaeḋealaċ i Liosbon, an Ceallaċánaċ agus an Ḋomnallaċ, atá ós cionn a ġárda cosanta agus faire, agus ní ró-ṁaiṫ taiṫniġeann an ċuid sin d'obair ṡaiġdiúra leó aċt an oireaḋ.

Ar t'anam ná déan aon torann ar eagla go ndúiseóċtá é. Tá sé tar éis droċ-oiḋċe a ċaiteaṁ—d'ḟan sé féin agus na hoifigiġ ṫug sé leis ó'n mḂóinn n-a suiḋe go raiḃ sé ag tarraingt ar ḃriseaḋ an lae, ag caiṫeaṁ na fleiḋe d'ulṁuiġ Sir Séamus de Lása dóiḃ ; agus nuair a ḃí a ndóṫain de'n ḟíon ólta aca, d'iompuiġeadar ar an uisgebeaṫa Gaeḋealaċ, agus ba ċeart go mbéaḋ a ḟios ag an saoġal naċ réiḋtiġeann an dá ḋeoċ le

ċéile go ró-ṁaiṫ, mórṁór agus duine gan cleaċtaḋ beiṫ aige ar an dara deoċ.

Naċ é tá corruiġteaċ n-a ċodlaḋ! Féaċ é ag oibriú a ḋeasóige mar ḃéaḋ sé ag gríosaḋ capaill ċun tuille siubail. A' gcluin tú é! Ag gríosaḋ a ċapaill atá sé n-a ḃrionglóid imniḋeaċ; seaḋ, ġá ġríosaḋ le lasg agus le spór. Aċt ní call duit beiṫ sgáṫmar, a Rí—an capall duḃ sin atá fút, agus tú ag teiċeaḋ ó Ḃóinn, níl a ṡarú i nÉirinn, agus níl aon goir ag do ċliaṁain Liam ṫeaċt suas leat ar a eaċ bán féin, dá ḟeaḃas é. Agus má eiriġeann leis ṫeaċt suas leat féin, ní baoġal duit a Rí aċt an oireaḋ—naċ ḃfuil an Sáirséalaċ cróḋa 'do ṫeannta, agus sgot airm na hÉireann leis, má's dá mbuiḋeaċas féin é; agus déanfaiḋ siad an ċosaint sin go calma má's gáḃaḋ é. Seaḋ, iompuiġ ar an taoḃ eile—b'éidir annsin go mbéaḋṫá níos socaṁla, agus níos sásta t'intinn. . . .

Cé'n ċainnt sin ort faoi'n luing, a rí? Naċ eól duit go n-innseoċaiḋ an luċt faire ḋuit a ṫúisge is feicfear bárr a cuid crann ós cionn na bóċna, agus go ḃfuil do ċapall breáġ duḃ, faoi ḋiallaid agus éide san eaċlainn ullaṁ 'do ċoṁair! Agus dá ḃfantá annseo imeasg na nGaeḋeal atá dílis ḋuit, cá ḃfios naċ mó an ḟáilte ḃeaḋ róṁat, agus gur mó an meas ḃéaḋ ort, ná imṫeaċt leat tar sáile: ná bíoḋ an iomarca muinġine agat as do ḃráṫair, Louis na Frainnce aċt oireaḋ, a Rí—cos ná láṁ leis ní ċorróċaiḋ seisean ar do ṡon, mara ndéanfaiḋ sé é ar a ṡon féin agus ar son na Frainnce. . . .

Go bog réiḋ, a Rí! naċ deirim leat naċ cáll duit an imniḋe agus sgot na nGaeḋeal do do ċuṁdaċ: mara gcreideann tú mé, go ḃfuil do luċt cosanta ar an aire, agus n-a lánḋúiseaċt cuir cluas ort féin agus éist leis an mbeirt ógánaċ a rinne an gaisge mór cois

ḃóinne, agus atá taoḃ amuiġ de do ḋoras annsin, ós cionn an gárda cosanta. . . .

Dá mbéaḋ Rí-Séamus 'n-a ḋúiseaċt do ċloisfeaḋ sé coṁráḋ ár seanċáirde ó Ċoláisde na nGaedeal i Liosbón, an Ceallaċánaċ ó Ċorcaiġ, agus an Doṁnallaċ ó Ṫír Conaill ċuige isteaċ tríd an doras :

“Agus cé mar taitniġeann an tsaiġdiúraċt leat, a Ċeallaċánaiġ?” An Doṁnallaċ a ċuir an ċeist.

“Ní mó ná go maiṫ ṫaitniġeann an cuid seo de'n obair liom,” ars an Ceallaċánaċ, “má's ar rí féin atá duine ag déanaṁ an ḟaire, is trom túirseaċ an obair í beiṫ do ṡuiḋe taoḃ amuiġ de ḋoras—”

“Mórṁór an tráṫ seo d'oiḋċe díreaċ roiṁ an lá,” ars an Doṁnallaċ.

“Maraċ gur ḋearmad tú na cártaí anois, a Ḋoṁnallaiġ, d'ḟéadfaḋ an ḃeirt againn cuid de'n oiḋċe ċur isteaċ go pléisiúraċ.”

“An mbéaḋ doċar ḋom ḋul amaċ san seómra mór,” ars an Doṁnallaċ, “connaiceas clár fiṫċille ann aréir silim : ba ḃreáġ an rud cluiṫċe—”

“B'ḟéarr gan a ḋul : dá ndúiseóċaḋ an diaḃal sin de ríoġ, agus dá gcuirfeaḋ sé fios ort agus tú amuiġ—”

Músgailt ná dúiseaċt ní ḋéanfaiḋ sé go mbeiḋ sé n-a árdlá, agus ar ól sé aréir,” ars an Doṁnallaċ, “agus dá ndúiseóċaḋ féin, tuige a gcuirfeaḋ sé fios ormsa? Ár ndóiġ, ní ag iarraiḋ a ċosa niġeaċán ḃéaḋ sé,” ar sé ag laḃairt go fonoṁaideaċ.

B'eo í an ċéad oiḋċe ag an Doṁnallaċ ar ġárda an ríoġ, agus ní raiḃ fios aige céard go mb'éidir ḃéaḋ air ḋéanaṁ ḋó, dá n-iarrtaoi air é. Agus an t-eólas a ḃí ag an gCeallaċánaċ ar ṁórdáil a ċomráidí ṫosaiġ sé beiṫ ag sproċaḋ as.

“A ċosa niġeaċán—sin é díreaċ an ċéad rud ḃíos

uaiḋ gaċ maidin ar ḋúiseaċt ḋó," ars an Ceallaċánaċ ag baint as an ḟir eile, "agus ós tú an t-oifigeaċ is sóisirige ar an ngárda anoċt, a Ḋoṁnallaiġ, agat-sa ḃéas an onóir—"

Sgaoil an Doṁnallaċ mionn marḃánta uaiḋ: dá gcloiseaḋ an Rí Séamus an ċainnt aduḃairt sé, ní buiḋeaċ ḋe ḃéaḋ sé.

Mara raiḃ gáiriḋ ar ḃéal Ċeallaċáin an ġrinn ḃí magaḋ agus gáiriḋ magaṁail n-a ċroiḋe agus faoi n-a ṡúil. Ba ṁór an greann aige i gcoṁnaiḋe ḃeiṫ ag baint as a ċaraid, a mba tréise ann an ṁórḋáil ciniḋ ná aon tréiṫ eile.

"An Coirnéal Misṫéal, agus an Sáirséalaċ féin, naċ ndeárnadar é? Agus nár ċeapadar go mba ṁór an onóir ḋóiḃ cosa an ríoġ a niġeaċán; seaḋ, agus cuidiú leis an ḃfear boċt le n-a ḃríste caol glúnaċ ṫarrainġt suas tar a ċeaṫraṁnaiḃ—"

"Déanaḋ an diaḃal é, aċt ní ḋéanfaiḋ Doṁnallaċ go bráṫ é?" ar seisean, agus d'eiriġ sé n-a ṡeasaṁ go hárdnósaċ mórċúiseaċ, agus an ṁórḋáil ciniḋ ag sileaḋ uaiḋ.

B'éigin do'n Ċeallaċánaċ a ṡeanġáiriḋ ḋéanaṁ faoi. Cé'n spóirt a ḃí ann ḃeiṫ ag déanaṁ grinn faoi ḋuine nár tuig a leiṫéid! Dá mbéaḋ dreas pionnsaiḋeaċta uaiḋ, agus cuṫaċ ċur ar an Doṁnallaċ le n-a ċuid grinn, d'ḟéadfaḋ sé a leiṫéid ḃeiṫ aige am ar biṫ.

D'ḟéaċ sé go greannṁar ar ḋeilḃ na mórḋála ciniḋ, ḃí n-a ṡeasaṁ ar nós saiġid, ós a ċoṁair amaċ.

"A Ḋoṁnallaiġ a ċroiḋe," ar seisean, "sílim gur le ḃeiṫ do ṡagart rugaḋ tú."

Ḃí láṁ a ċarad ar ḋornċla a ċlaiḋiṁ: ḃí sé dir dá ċoṁairle—arḃ ṁasla ḋó an focal aduḃraḋ nó a ṁalairt?

"Aċt n-a ḋiaiḋ sin féin," ars an Ceallaċánaċ, agus ní raiḃ uaiḋ aċt an fearg ḃí ag teaċt ar a ċaraid a ṁúċaḋ, "aċt n-a ḋiaiḋ sin féin, tú a rinne an obair claiḋiṁ ós cionn na Bóinne—"

Tráiġiġ rabarta na feirge i gcuisleaċaiḃ an Ḋoṁnallaiġ coṁ tapaiḋ is do ṫuill sé. Ba ṁil beaċ aige i gcoṁnaiḋe an molaḋ.

"Ba ṁór an spóirt ḃeiṫ ag troid!" ar seisean ċoṁ gliondaraċ le páisde sgoile.

"Abair é!" ars an Ceallaċánaċ, agus marar aontuiġ sé le n-a ċaraid faoi aon niḋ eile d'aontuiġ sé leis sa mbaraṁail sin.

"An t-oifigeaċ Ollándaċ sin táinic do ċoinne—" ars an Ceallaċánaċ; ba ġreann aige ḃeiṫ ag éisteaċt le n-a ċaraid dá ṁolaḋ féin, agus fios aige go ndéanfaḋ sé a leiṫéid aċt an ḟail ḋfáġáil.

"A' ḃfaca tú é? A' ḃfaca tú an buille ṫugas anuas ar ṁullaċ a ċinn dó, nuair teip air mé ṡáiṫeaḋ? Dar a' leabar! go muineál anuas ċuaiḋ an claiḋeaṁ ann—agus nuair ṫuit dá ṫaoḃ a ċloiginn anuas ar a dá ġualainn, ḃí an snaois céadna ar aċan taoḃ de'n dá leiṫ!"

Ċualadar giosgán na leaptan istiġ i seómra codalta an ríoġ, agus ċuireadar cosg le n-a gcuid cainnte go beó.

"Amaċ leat a Ḋoṁnallaiġ, agus fáġ an t-uisge te; tá Rí Séamus n-a ḋúiseaċt, agus beiḋ sé ag glaoḋaċ ort le n-a ċosaiḃ a niġeaċán," ars Ceallaċánaċ an ġrinn, nár ḟéad gan magaḋ ḋéanaṁ dá mbeaḋ sé i mbéal an ḃáis féin.

Mionn mór an t-aon ḟreagra aṁáin a fuair sé ó'n Doṁnallaċ.

Aċt ḃí an rí n-a ḋúiseaċt. Ċaiṫ sé é féin ar ċnáṁ

a ḋroma i leabaiḋ ṁóir órnáideaċ na Lásaċ, áit ar ċodail iarlaí Normánaċa, agus taoisiġ Gaedeal go minic roiṁe sin. Ḃain sé searraḋ agus casaḋ as féin, gur ṡocruiġ sé a ċeann go socair compóirteaṁail ar an aḋairt. Aċt an ṗian a ḃí n-a ċeann—ċaiteaḋ sé labairt le Sir Séamus de Lása faoi'n ḋroċḟion tugaḋ ḋó : aċt ní móide gur ar an ḃfíon a ḃí an loċt ar ċor ar biṫ—cé'n t-ainm a ḃí aca ar an deoċ damanta eile sin tugaḋ ḋó, a raiḃ buirbe agus fiaḋántas na nGaeḋeal ann ? Seaḋ, uisge . . . uisge. . . uisgebeaṫa—seaḋ, uisge an diaḃail ḃeirimse air, ars an rí boċt leis féin, agus a ċloigeann ḋá sgoilteaḋ. Ṡílteá go mba leór de ṫubuisde ar ríoġ é, trí ríoġaċt a ċailleaḋ i n-aon ṁí aṁáin, gan iarraċt a ḋéanaṁ ar é ċur de'n tsaoġal le deoċ ḃarbarḋa ! Is mór an truaiġ a ḃí ag Rí Séamus ḋó féin an ṁaidin ḃeannuiġṫe sin, ar ḋúiseaċt dó i gcaisleán Sir Séamus de Lása. . . .

Ṡocruiġ sé an t-aḋart faoi'n-a ċeann arís. Naċ í ḃí cruaiḋ ! Ċaiṫfeaḋ sé labairt le Sir Séamus go gcuireaḋ sé smaċt ar na searḃḟóġantaiḃ leaptan—caiṫfeaḋ, agus ḋéanfaḋ.

Dá ḃféadfaḋ sé dreas eile codalta ḋéanaṁ ba ṁór an ṁaiṫ ḋó é. Ḋún sé a ḋá ṡúil leis an gcodlaḋ ṁeallaḋ ċuige, aċt ní túisge ḋún ná ṫosuiġ cuileóg ṁór capaill ag spóirt go siosgarnaċ mí-ċeólṁar tart ar a éadan ! Leig sé do'n ċuileóig ṫeaċt i ḃfogus ḋo, agus nuair ṫáinic, ṡíl sé leadraḋ ṫaḃairt dó le n-a ḃois. Níor aṁsaiġ sé é ár nḋóiġ ; ṡílteá go mba ṁór an spóirt ag an gcuileóig a raiḃ an Rí a ḋéanaṁ—agus ní minic ḃíos seans ag cuileóig spóirt a ḋéanaṁ le ríoġ ! Níorḃ leis an ċuileóg spóirteaṁail seo dob ḟailiġe é ; ní túisge ḋúnaḋ an rí a ḋá ṡúil ná ṫagaḋ an ċuileóg air arís, ag ḃórdáil tart ar a ṡróin. Ṡíl an Rí an ċuileóg a

bualaḋ le n-a bois arís, aċt mo léan ! níor buail sé aċt an t-aér. Méaduiġ ar feirg an ríoġ ; méaduiġ ar ṡiosgarnaċ na cuileóige . . . b'iúd í an ċuileóg agus gaċ aon ċúrsa gleoite eilipteaċ aice tart ar ṡróin an ríoġ ; tráṫ naċ mbíoḋ an rí ar a aire, ṫagaḋ an ċuileóg beagnaċ anuas ar an tsróin, aċt nuair ḃíoḋ sé 'n-a ṡuiḋe suas sa leapaiḋ, d'fanaḋ an ċuileóg ar an imeall doba ṡia amaċ dá cearcal, agus ceól gan cuireaḋ gá ṡeinnt aici ar feaḋ an aċair. . . .

Sa deire nuair ba ċráiḋte é ag an gcuileóig ṁallaiġte, ḃain an rí a ċaipín dearg cniotála oiḋċe dá ċeann, caipín a rinne baintiġearna ṁór sa bFrainnc ḋó le n-a láṁaiḃ féin, agus ċaiṫ leis an gcuileóig é !

"Dam ! Dam ! Dam !" ars an rí ag fáisgeaḋ a ċloiginn.

Aċt d'eiriġ leis an iarraċt sin. Ṫuit idir caipín agus cuileóg anuas go talaṁ, agus an ċuileóg i bfastóḋ sa síoda dearg ríoġda. Agus nárḃ ṁór an ḃuaiḋ ag ríoġ é sin !

Aontóċar go raiḃ an suaiṁneas saoṫruiġte ag Riġ Séamus, agus an ċuileóg a ċur dá sgiatán. Aċt is iomḋa rud saoṫruiġtear ar an saoġal éagcóraċ seo naċ bfáġtar. Ní bfuair Rí Séamus an suaiṁneas. Ní túisge an ċuileóg i ngéiḃinn a ċaipín oiḋċe aige, agus é ag iarraiḋ bainríoġain an ċodalta ṁeallaḋ ċuige, ná tosaiġ an torann agus an gleó agus an ruaille-buaille amuiġ i seómra naċ raiḃ i bfad uaiḋ. Dá mbéaḋ an gleó níos coṁgaraiġe ḋó, ní ḃéaḋ sé ċoṁ dona sin mar d'féadfaḋ sé na glórṫa ċlos agus a aiṫneaċtáil, aċt ḃí an monḃar seo ag baint a ċodlaḋ agus a ṡuaiṁneas de.

D'eiriġ sé amaċ ar an úrlár de léim : ba ṁór an

sásaṁ aigne ḋó go mbéaḋ duine saoġalta ann le smaċtaḋ aige, seaċas ḃeiṫ ag coṁrac le cuileóig le moċ na maidne! Níor ḟan sé le falaċ ċur air, aċt seanċlóca marcaiġ ḃí ar croċaḋ ar an mballa a ċaiteaṁ tar a ġuailniḃ, agus siúd amaċ an doras é agus gaċ "dam! dam! dam!" aige.

"Ag iarraiḋ ort é leanaṁaint le n-a niġeaċán atá sé," ars an Ceallaċánaċ leis an Doṁnallaċ, "amuiġ ar an mbán is mian leis go ndéanfaiḋe an niġeaċán indiu . . . is mór an spóirt ḃéas agam ag féaċaint orraiḃ tríd an ḃfuinneóig seo—"

Ní abróċar céard duḃairt an Doṁnallaċ mórḋálaċ; aċt lean an ḃeirt oifigeaċ óg an rí mar d'orduiġ a gcoirnéal dóiḃ.

# XII.

Céard a ḋúisiġ an Rí Séamus? Cé'n fotram a ḃí ann go mb'éigin dó eirġe as a leabaiḋ le cantal agus le olc, gan a ċulaiṫ féin a ċur air?

Ní túisge d'eiriġ Sir Séamus de ḟása an lá seo, (agus eisean sátaċ tinn tuirseaċ freisin de ḃárr na hoiḋċe,) ná ḃí Toṁalltaċ Tréan ag doras a ṡeómra codalta, agus sgéal mór aige dó.

"Tá daoine ann ar an saoġal seo, agus creid mise ann, ḋéanfaidís codlaḋ dá mbéaḋ an t-aingeal le n-a stoc le n-a gcluais," ars Toṁalltaċ tréan; "dá mba ar Sir Séamus a ḃí Toṁalltaċ ag smaoineaḋ ḃí dul amuḋa air, mar ḃí sé ċom corruiġteaċ leis an Rí Séamus féin, ḃíoḋ is naċ raiḃ air aon ċuileóg a ṁarḃú!

"Céard tá ort a ġiolla an nirt," ars Sir Séamus,

"Ní féidir gur ceann de ċapaill muinntire an Ríoġ atá bacaċ."

"Ní heaḋ aċt rud níos measa go mór fada."

"Ceann do mo ċuid féin?"

"Rud níos measa fós, a Sir Séamus—"

Ḃí imníḋe ag teaċt ar Sir Séamus leis an gcrot ḋiaṁar a ḃí ar an gcainnt ag a ġiolla.

"Ní féidir go ḃfuil fios ag an Rí faoi—"

"Ná habair an focal; ní ḃeiḋ fios ag mac máṫar faoi go deó," ars an giolla.

Ḃí droċrún éigin idir an mbeirt fear, agus ba léir go raiḃ greim ag an ḃfear aimsire ar a ṁáiġistir mar ġeall ar an rún sin.

"Cé'n sgéal agat, mar sin, a ṗlaiḋce?" arsa Sir Séamus, agus fearg air—narḃ deas an ċaoi air é ḃeiṫ ag éisteaċt le seanċainnt an ḟir aimsire, agus a ċeann dá sgoilteaḋ!

"Glac go réiḋ tú féin! Sgéal níos measa ná ċeapann tú atá agam duit ar maidin . . . go ḃfuil t' ingean ḃreáġ éaluiġṫe—"

"Isbéal éaluiġṫe?"

"Seaḋ, sin é an focal aduḃras. Gléastar na capaill go beó, a ḃiṫeaṁnaiġ, go dtéiḋmís uile ar a tóir: aċt cé'n fáṫ nár ḋúisiġ tú mé roiṁe seo? Cé'n fáṫ nár innis tú dom roiṁe seo, m' Isbéal áluinn ḃeiṫ éaluiġṫe uaim?" agus ba ṁór é cuṁa an aṫar.

"Éaluiġṫe uait, éaluiġṫe uaitse an eaḋ? Ní heaḋ, aċt éaluiġṫe uaimse," ars Toṁalltaċ Tréan, "naċ cuiṁneaċ leat an rún atá eadrainn? Naċ cuiṁneaċ leat obair na hoiḋċe aréir? Naċ cuiṁneaċ leat an cleaṁnas? Naċ cuiṁneaċ leat gur ċuir an Rí Séamus a ṡéala leis—"

"Go dtí diabal leat féin agus le Rí Séamus ; imtiġ a ġiolla an aoiliġ, agus gléastar na capaill go dtéiḋmís ar a tóir !" ars Sir Séamus, agus é ar buile. Dá mbeaḋ claiḋeaṁ aige, an giolla a ṡáiteaḋ ḋéanfaḋ sé.

"Mara ḃfuil cuiṁne agatsa ar an gcleaṁnas ní aṁlaiḋ ḋoṁsa é, agus ní túisge fuaireas amaċ go raiḃ sí éaluiġte uaim, ná ḃailiġeas cuid de na fearaiḃ le ċéile agus ċuaḋamar ar a tóir—"

"Agus ar ṫáinic siḃ suas leiṫi ? A ḃfuair siḃ í adeirim ?"

"Ṫáiniceamar suas leó ceart go leór, aċt an troid a rinne an fear sin—"

"Ar tugaḃar aḃaile í ? Ar tug adeirim ?" ars Sir Seamus, agus an foiġid caillte aige.

"Ṫug," agus do ḋún Toṁalltaċ Tréan a ḋá ṗus ar a ċéile. An ċaoi a n-abruiġeaḋ an fear aimsire "éaluiġte uaimse" i n-ionad "éaluiġte uaitse" ċuireaḋ sé cutaċ ar naoṁ—aċt mo léan, an té leigeann a rún le searḃḟóganta !

"Agus cá 'l sí anois ?" ars Sir Séamus.

"Faoi ġlas agus faoi ġárda ban agus fear n-a seómra féin." "Tugtar annseo í," ars Sir Séamus, aċt ní raiḃ aon uġdarás n-a ġlór.

"Nárḃ fearr an fear go raiḃ sí ag éalú leis a ċeistniú i dtosaċ ?" arsa Toṁalltaċ tréan.

Ḃíodar i halla mór an ċaisleáin faoi seo, agus ḃí an doras mór ar osgailt. Ḃí giolla leis an Lásaċ ag dul tart, agus do laḃair Toṁalltaċ Tréan leis.

"Tugtar an príosúnaċ annseo láiṫreaċ," ar seisean, agus duḃairt sé le úġdarás maiġistir é. Nuair ḃéaḋ ingean an Lásaiġ n-a mnaoi céile aige naċ é ḃéaḋ n-a ṁaiġistir in dá ríre agus an rún a ḃí aige ?

Ní raiḃ aon áird ag Sir Séamus air, agus é 'n-a ṡuiḋe

i gcaṫaoir i n-aice an ḋorais. Is ag cuiṁneaṁ ar eaċtraiḃ na hoiḋċe aréir a ḃí sé: tuige ar ḋuḃairt sé i láṫair Ríoġ Séamus, go dtiuḃraḋ sé a inġean ḋá ġiolla eaċ, do Ṫoṁalltaċ Tréan, má's le magaḋ féin aduḃraḋ é? Aċt, naċ minic ċeana aduḃairt sé a leiṫéid ċéadna, le Isbéal féin le eagla ċur uirri agus le spóirt? Agus ċreid an Rí go raiḃ sé i ndá ríre—naċ é ḃí ar easba céille, agus ar an aineólas, agus a ċeapaḋ go dtiuḃraḋ Lásaċ a inġean do ġiolla eaċ? Agus ċuir sé a séala le páipéar cleaṁnais! Agus tarraing sé a ċlaiḋeaṁ, agus buail an giolla eaċ ar an ngualainn leis go ndéarna sé "Baronet" de "réir riaġlaċa an Uird uasail sin fé mar d'órduiġ mo ṡeanaṫair naoṁta léiġeannta Séamus I é, nuair a ċuir sé an tOrd ar bun."

Briseaḋ isteaċ ar smaointe an Lásaiġ. Tugaḋ Brian Óg na nÉaċt isteaċ n-a láṫair, a ḋá láiṁ ceangailte ag téid ċnáiḃe.

D'féaċ sé go mórḋálaċ agus go tarcuisneaċ ar an gcoṁluadar. Annsin do laḃair sé le Sir Séamus:

"Duine uasal tusa de réir cosaṁalaċta," ar seisean, "agus má's tú fear a' tiġe, má's tú Sir Séamus de Lása, iarraim t' inġean Isbéal ort, agus iarraim ort í i gcleaṁnas go móḋaṁail."

"Ha! ha! ha!" arsa Toṁalltaċ Tréan go fonóṁaideaċ, "iarrann an príosúnaċ inġean a ḃreiṫeaṁain mar ṁnaoi! Agus í luaiḋte liomsa faoi ainm agus séala an Ríoġ! Agus maraċ mise ní ḃéaḋ aon ċáll air í iarraiḋ ar aon duine—ḃéaḋ sí aige gan buiḋeaċas de'n Rí ná dá n-aṫair! Dar Crom! taitniġeann do ċuid cainnte, agus do ḋánaċt liom, a ḟir óig!"

Taitniġ Brian Óg na nÉaċt féin le Sir Séamus de Lása. Taitneóċaḋ sé mar ċliaṁan leis dá mba go raiḃ aon

ḟuil ársa ann, agus ḃí sé cinnte leis an iomċur a ḃí faoi Ḃrian Óg go raiḃ.

“Agus cé tú féin, a óġánaiġ, go ḃfuil tú ag iarraiḋ m' inġean-sa orm?” ars Sir Séamus.

“Ní gnátaċ le duine de mo ċine freagra taḃairt ar ċeist agus é ceangailte,” arsa Brian Óg na nÉaċt.

Ṫaitniġ an ċainnt sin le Sir Séamus de Lása. Ḃí seanḟuil borb i gcuisleaċaiḃ an óġánaiġ.

“Gaḃ mo leitsgéal,” arsa Sir Séamus, agus i n-aiṁḋeóin Ṫoṁalltaiġ Ṫréin, baineaḋ an téad de ċaolaiḃ láṁ Briain Óig na nÉaċt.

Ḋíriġ sé é féin agus do laḃair go dána mórċúiseaċ:

“Mise Brian Óg na nÉaċt, mac Ṫaiḋg Ṁóir ṁic Aonġusa ṁic Ċoncuḃair ṁic Eoġain ṁic Ḟeardorċa ṁic Ċóigriġ Uí Ḋálaiġ,” ar seisean “agus is d' uaisle Gaeḋeal mé,” agus ní raiḃ féaċaint ní ba ṁórḋálaiġe i n-éadan impire ariaṁ ná mar ḃí i n-éadan Ḃriain Óig na nÉaċt ag ráḋ na cainnte sin dó.

D'uṁlaiġ Sir Séamus dó.

“A Ḃriain Óig na nÉaċt, ṁic Ṫaiḋg Ṁóir na mbéimeann Uí Ḋálaiġ,” ar seisean, “bronnaim m' inġean ort, bíoḋ is gur ṡíl tú í ḟuadaċ aréir—”

D'eiriġ cutaċ i dToṁalltaċ Tréan. Focal níor ḟan aige, aċt é le mire, agus cuḃar le n-a ḃéal. Tug sé léim. D'ísliġ sé a ċeann cruaiḋ cruinn, mar d'ísleóċaḋ tarḃ é mire le ruatar taḃairt faoi Sir Séamus, le n-a ċur dá treóir. Aċt rugaḋ air agus do coinniġeaḋ greim air, dá tréise é, aċt ní gan duaḋ é. Ḃí an coiṁlint ann ar feaḋ i ḃfad sul ar féadaḋ smaċt a ċur ar Ṫoṁalltaċ Tréan.

Táinic cainnt ċuige faoi deire.

“Ag iarraiḋ an cleaṁnas do rinne sé liomsa aréir a ḃriseaḋ!” ar seisean, agus ba ċosaṁail le torann

piostail gaċ focal le méid a ḟuama, " aċt ní eireóċaiḋ sé leis. Tá bata agamsa naċ bata ádmuid, aċt gléas smaċtaiġṫe níos éifeaċtaiġe. . . . ag iarraiḋ cleaṁnas a ḃriseaḋ, agus é faoi ainm agus séala an Ríoġ Séamus féin—"

" Basgaḋ agus bruġaḋ ort féin agus ar Rí Séamus ! " sgaoileaḋ na focla amaċ as béal Sir Séamus ar nós urċair as béal gunna.

" Cé hé siúd atá ag suiḋe ar mo ṡon," arsa glór ag bun a staiġre, agus ar an látair sin, ḃí an Rí Séamus féin i látair na cuideaċtan.

## XIII.

Nuair atá rí tar éis dá ríoġaċt a ċailleaḋ i n-aon ṁí aṁáin, agus an tríoṁaḋ ceann i n-áil le ḃeit caillte aige freisin, ní milleán air ḃeit i n-aiṁreas ar a luċt leanaṁna : ḃí Rí Séamus aiṁreasaċ ó ḋúṫċas, agus ní loċt air go raiḃ sé i n-aiṁreas ar ḟear an tiġe seo i n-a ḃfuair sé aoiḋeaċt na hoiḋċe—nár ċuala sé féin é ag guiḋe basgaḋ agus brúġaḋ air ? Nár ḃain sé codlaḋ na hoiḋċe ḋe, le n-a adairt ċruaiḋ ċnapaiġ, agus a leabaiḋ ḃí ar nós cláir ? Nár ṡíl sé é ċur dá treóir le deoċ ḃarbarḋa ṁarḃanta—go ḃféadfaiḋe é ḃasgaḋ ar an socaṁalaċt is dóċa ! Agus an ċuileóg sin go ndeárna sé coṁrac fada léiṫi—cárḃ ḟios narḃ iad muinntir an tiġe seo sgaoil ann í, i dtreó go ḃféadfaiḋe magaḋ déanaṁ faoi—ṫáinic olc an tsaoġail air nuair a ċuiṁniġ sé ar an ngáiriḋ múċta ċuala sé taoḃ amuiġ de ḋoras a ṡeómra nuair ċaiṫ sé a ċaipín oiḋċe leis an gcuileóig !

Is cinnte naċ deoċ do riġtiḃ cinn-laga fíon na Spáinne, agus uisgebeaṫa na Muṁan measgṫa ar a ċéile !

"Cé hé seo atá ag guiḋe basgaḋ agus bruġaḋ ar a rí?" ars an Rí Séamus, agus láṁ leis san áit a mba ċóir dornċla a ċlaiḋiṁ a ḃeiṫ.

Nuair naċ raiḃ a leiṫéid ann, (ḃí an rí boċt n-a léine oiḋċe,) nuair naċ raiḃ an claiḋeaṁ ann, tug sé strac-ḟéaċaint ar a ċúl—seaḋ, ḃí a luċt cosanta taoḃ ṡiar ḋe, ḃí an Ceallaċánaċ agus an Doṁnallaċ ann, aċt ní ar an rí ḃí a n-aire aċt iad go bolgṡúileaċ ag féaċaint ar Ḃrian Óg na nÉaċt naċ ḃfacadar ó d'ḟág sé an coláisde, agus a ċeapadar a ḃeiṫ ag tóin na fairrge dá alpaḋ ag na héisg.

Ḃí an ċuideaċta uile n-a seasaṁ ar an aire.

"Cé ḃí ag guiḋe basgaḋ agus bruġaḋ orṁsa ?" ars an Rí Séamus go taġdaċ.

D'uṁluiġ Sir Séamus dó.

"De ṁagaḋ ḃíos, a Rí—".

"Magaḋ !" ars an Rí, ag cur isteaċ air, agus ag bualaḋ faoi i gcaṫaoir an Lásaiġ, "magaḋ ! is mór agus is iongantaċ an dream ċun magaiḋ iad, na hÉireannaiġ ! Is iongantaċ an tír a dtír le hais aon tíre eile—."

Agus tosaiġ an Rí ag maċtnam go dorrḋa ar ar tárla dó i nÉirinn, ó ḃris Liam an caṫ air cois Bóinne, gur ḃris sé féin an caṫ ar an gcuileóig ar maidin.

"Magaḋ !" ar sé arís go searḃ niṁneaċ, "agus is dóċa gur le magaḋ rinneaḋ an fotrom diaḃalta damanta annseo, nó le mise ḋíbirt as an leabaiḋ a túisge is ḃí néal beag ag tuitim orm !"

Ċuir Tomalltaċ Tréan a laḃar féin isteaċ.

"Ní heaḋ, a Rí," ar seisean, "aċt—."

D'ḟéaċ an Rí Séamus ar an ḃfataċ ḃí n-a aḃac de réir aoirde, ar an aḃac ḃí n-a fataċ de réir toirte. Níor

aiṫniġ sé é ó'n oiḋċe roiṁe sin go ceann tamaill ḃig. Nuair ḋ'aiṫniġ labair—

“Ná!” ar seisean, “Sir Toṁalltaċ atá agam ann! Sir Toṁalltaċ ag fanaċt go bpósfar é! Agus sé an fear is macánta, agus is ḋílse, dá ḃfuilsa teaċ seo é, sílim,” agus ḃí niṁ agus domblas n-a glór.

Ḋíriġ Toṁalltaċ Tréan é féin ċom fada is ḃí ann.

Féaċaint dá dtug an Rí tart ar an gcoṁluadar, ṫug sé Brian Óg na nÉaċt faoi deara, agus a ċlóca sagartaċta tart air.

“Is mór an deifir a rinne tú, a Ṡir Toṁalltaiġ, agus an sagart d'ḟágáil ċom moċ seo ar maidin leis an bpósaḋ ḋéanaṁ,” ars an Rí.

“Ní sagart mise aċt saiġdiúir!” arsa Brian Óg na nÉaċt go borb dána feargaċ. Ċeap an uile ḋuine go n-ordóċaḋ an Rí é ċur faoi glas. D'ḟéaċ an Ceallaċánaċ ar an Doṁnallaċ, agus duḃairt leis i gcogar gur airsean ḃéaḋ a seanċoṁluadar a ḋitċeannaḋ! Aċt áird mior ṫug an Rí ar cainnt Ḃriain Óig na nÉaċt.

“Aċt cá 'l an ḃean óg í féin, a Ṡir Toṁalltaiġ?” ars an Rí arís; agus ag eirġe smaointeaċ ḋó, duḃairt:

“Dar mo ṡinnsear! Mar ba ḋeas an áilleóg ag fear í!” agus ós íseal duḃairt sé:

“Anois dá mb'é mo ḋearḃráṫair ró-naoṁṫa Carlus ḃéaḋ ann . . . . . aċt ḃí an t-áḋ ar Ċarlus i gcoṁnaiḋe: ní hé aṁáin gur ċuir sé a ḋeóraiḋeaċt, agus baois an tsaoġail seo ṫairis i dtosaċ a óige aċt fuair sé bás naoṁṫa agus na sagairt tart ar a leabaiḋ. . . . .”

“Cá 'l an ḃean óg go ndéanfar an pósaḋ láiṫreaċ?” ars an Rí, “tugtar isteaċ í, a Ṡir Toṁalltaiġ, is mian liom bainis Gaeḋealaċ feiceál sul má ḟágas mé an tír ṁí-áḋṁaraċ seo, a ḃfuil gaċ rud bun ós cionn innti.”

Ḋíriġ Sir Séamus é féin.

"Pósadh ní feicfidh tú annseo indiu, a Rí," ar seisean, "mara bhfeicfidh tú an fear óg uasal sin tall agus m'inghean-sa gá bpósadh."

Thug Tomalltach Tréan léim ar an úrlár le feirg.

"Ag iarraidh an cleamhnas a bhriseadh tá sé" ar seisean, "ag iarraidh an cleamhnas gur chuir tú féin t'ainm agus do shéala leis a bhriseadh, a Rí, sin é tá sé ag iarraidh déanamh! Le dí-mheas ortsa, a Rí, le masla chuir ort, a Rí —"

Chuaidh an focal sin faoi mhasla go doimhin i gcroidhe an Rí. Chuimhnigh sé ar an nguidhe chuala sé ó bhéal Sir Séamus; chuimhnigh sé ar ar fhulaing sé ó tháinic sé faoi dhíon a thighe, chuimhnigh sé ar ar fhulaing sé ó tháinic sé go hÉirinn—seadh, is cinnte go raibh náimhde nimhneacha aige, agus nach i n-arm Liaim amháin a bhíodar, acht tart air féin. . . . níor mhór dó tasbáint dóibh go raibh cumhacht aige fós, agus tasbáinfidhe sin dóibh gan moill—caithfidhe an pósadh seo déanamh gan buidheachas de'n tsaoghal, ó go mb'é a toil féin é.

"Tugtar isteach an bhean óg. Glaodhtar ar mo shéiplíneach féin, ar an Athair Edbhard, go ndéanfaidh sé an pósadh ar an mball," ars an Rí.

D'éirigh Brian Óg na nÉacht le cuthach.

"Má déantar an pósadh seo, a Rí," ar seisean, agus crathadh na feirge i ngach aon focal aige, "má déantar an pósadh seo, a Rí, bainfidh cúig míle Dálach cródha díoghaltas asat fós. . . ."

"Fealltóir eile!" ars an Rí, "tugtar amach agus cuirtar faoi ghlas é."

Rugadh ar Bhrian Óg na nÉacht, agus tugadh amach é as an teach. Ó bhí an Ceallachámach agus an Domhnallach ós cionn an ghárda, ba chuid dá ngnótha dul leis. Chuaidh.

Tugadh Isbéal de Lása isteach, agus ní mar mhnáibh óga

na haoise ṫáinic díreaċ 'n-a diaiḋ sin a ḃí sí, deór ní raiḃ le n-a súil, aċt í dána dásaċ ag taḃairt duḃṡlán a raiḃ sa láṫair. Aon ḟéaċaint nimhneaċ fuaṫmar tug sí dá h-aṫair—an óigḃean ċráiḋte! Ár ndóiġ céard d'ḟéadfaḋ sí ceapaḋ, aċt gur toiliġ a h-aṫair leis an bpósaḋ. Ġoill an ḟéaċaint sin go millteaċ ar an seanḟear, agus ḃí sé ar tí an sgéal a míniú di n-a iomlán, aċt ċuir Rí Séamus isteaċ air.

"A óigḃean áluinn," ar seisean, agus ṡíl sé an binneas céadna ċuir isteaċ sna foclaiḃ is ċuireaḋ a ḋearḃráṫair Carlus.

Ṫug Isbéal agaiḋ ar an Rí.

"A Rí Séamus," ar sise, "má's leis an bfataċ sin d'aḃac annsin ṫall, atáir ag iarraiḋ mé pósaḋ bíoḋ a fios agat naċ bfuilim-se toilteannaċ; agus ós Caitiliceaċ tú, a Rí, is maiṫ is eól duit naċ pósaḋ go toil beirte."

Céard a ḃí ag teaċt ar an saoġal ar ċor ar biṫ? Ḃí na mná féin ag dul n-a agaiḋ—ṡíl an Rí Séamus naċ raiḃ aon ṁaiṫeas ann, ó neaṁ anuas; aċt d' aṫruiġ sé intinn nuair ċuala sé clogán ag déanaṁ ceóil a taiṫniġ leis ar fud an tiġe ṁóir. Ḃí an ċéadproinn ullaṁ: bradán ó Ṡruṫ Siúire, torc ó Sliaḃ gCua, fíon ó'n Spáinn, brannda ó'n bFrainnc, mil ó Ċluaintiḃ na Meala—ḃí dóṫain aon riġ ann.

D'eiriġ an Rí Séamus n-a ṡeasaṁ.

"Binn liom ceól an ċlogáin sin," ar seisean, tugtar áird air; coinniġtear an óigḃean sin naċ ngéilleann dá riġ, faoi ġlas agus faoi ġárda go mbeiḋ ár gcéadproinn caiṫte againn. Annsin tasbáinfear di féin, agus do'n ḟealltóir d'ḟear óg n-a bfuil mian a croiḋe, céard is féidir le riġ a ḋéanaṁ nuair ṫogruiġeann sé é."

Agus d'ḟág an Rí Séamus, agus an ċuideaċta uile le n-a ṡálaiḃ, an halla mór.

"Ní minic dó ól a ḋéanaṁ," arsa giolla cuirp Rí Séamus le bean aimsire leis an Lásaċ, "go deiṁin, ní ḟacas an ḃail sin ariaṁ ċeana air aċt aṁáin, an lá fuair a ḋearḃráṫair Carlus bás, an lá rinneaḋ Rí ḋe féin."

"Ní réiḋtiġeann fíon na Spáinne agus uisgebeaṫa na Muṁan measgṫa ar a ċéile, aċt le duine a ḃfuil ceann maiṫ air," ars an ḃean aimsire, a ḃí ag freastail ar an Rí.

## XIV.

Dob ḟada an t-aċar caiṫeaḋ ós cionn na proinne sin. Leis an mbrannda ó'n ḃFrainnc a tosnuiġeaḋ, le n-a leiġeas tar éis na hoiḋċe aréir roiṁe sin, agus le goile maiṫ ṫabairt dóiḃ. Ní raiḃ a ċorn féin aċt leaṫċríoċnuiġṫe ag Rí Séamus gur tugaḋ faoi deara go raiḃ sé ag eirġe níos soineanta, agus nár ḃaoġal go mbainfeaḋ sé an ċluas anuas díot dá mbéaḋ sé de ḋánaċt ionnad labairt leis. Agus maidir leis na hoifigiġiḃ ó Ṡasana, ḃí siadsan ag dul i soilḃire de réir mar ḃí an Rí ag dul i soilḃire; an Coirnéal Mistéal, a ḃí n-a ṡuiḋe ag ceann an ḃúird, i n-aice an Rí, ḃí seisean go dúr dorrḋa dorċa, agus muc ar gaċ malainn leis, agus gan é ag ól aċt leaṁnaċta; an Caiptín Talbóid, a ḃí níos óganta, ná an Mistéalaċ, ḃí seisean go smaointeaċ, agus gan aon áird aige ar an gcuideaċtain 'n-a raiḃ sé; ḃí Ceallaċánaċ an Ġrinn, agus Doṁnallaċ na Mórḋála tar éis teaċt isteaċ, agus iad i gciúin ċoṁráḋ íseal ag tóin an ċláir.

Ní raiḃ áird ag neaċ orra, rud a ḃí ar eólas aca go maiṫ.

"Dá ḃféadfaiḋe an eoċair d'ḟáġáil!" ars an Doṁnallaċ, "aċt is ag Toṁalltaċ Tréan atá sí, agus ní sgarfaiḋ seisean go réiḋ léiṫi."

"Is iomḋa príosún dá ġeata ann," ars an Ceallaċánaċ go smaointeaċ, agus go neaṁċúramaċ mar ṡílteá.

"An meas tú—?"

"Cinnte de a ṁic ó!" ars an Ceallaċánaċ, "cé'n ṁaiṫ d'ḟear ḃeiṫ 'n-a leiftenent ar an ngárda, mar a ḃféadfaiḋ sé a roġa cillín a ṫoġaḋ dá ṗríosúnaċ!"

"Dá ḃféadfaḋ an ḃeirt againn dul amaċ gan aon duine dár dtaḃairt faoi deara—"

"Bíoḋ foiġid agat," ars an Ceallaċánaċ, "tá sé sin socruiġṫe agam freisin."

D'ḟéaċ Doṁnallaċ na Mórḋála ar a ċaraid le iongnaḋ agus le mórṁeas.

"Agus mé ar mo ḋiṫċeall ag iarraiḋ an fear sin a ṁarḃú le claiḋeaṁ lá!" ar seisean go fadċuiṁneaċ.

"A Ċeallaċánaiġ!" ar sé i ndiaiḋ tamaill, "a Ċeallaċánaiġ," ar seisean—aċt níor ḟéad sé níos mó ná an focal sin a ráḋ, leis an mbróḋ a ḃí air as clisteaċt agus stuaim a ċaraḋ. Ḃí sé ar tí eirġe agus láṁ an Ċeallaċanaiġ a ċraṫaḋ, ḃí sé ċoṁ ċorruiġṫe sin, aċt ċuir an fear sin cosg leis:

"Seaċain tú féin adeirim," arsa Ceallaċánaċ an Ġrinn. "Tá an Rí ag breaṫnú orainn."

Ar an láṫair sin ṫáinic saiġdiúir singil isteaċ, d'uṁluiġ sé go mileaḋta, agus duḃairt de ġuṫ láidir Ciarraiḋeaċ:

"Tá glaoḋaċ ar ḃeirt leiftenent an ġárda!" ċas sé ar a ṡáil agus amaċ leis.

D'eiriġ Ceallaċánaċ an Ġrinn agus Doṁnallaċ na Mórḋála agus do leanadar an saiġdiúir.

'Ḃí an saiġdiúir ag fanaċt leó amuiġ ar an mbán.

"Ar ḋeineas an rud i gceart a Ḋonnċaḋ ?" ar seisean ; ḃí a ṁuinntir ar luċt leanaṁna na gCeallaċánaċ le fada d'aimsir, agus níor tug sé ariaṁ ar an gCeallaċánaċ, aċt Donnċaḋ.

"Ní féadfaiḋe é ḋéanaṁ níos fearr a Ṫaiḋg. Aċt cá bfuil Toṁalltaċ Tréan ?"

"N-a ṡuiḋe taoḃ amuiġ de ḋoras an ċillín, agus an eoċair ṁór n-a ġlaic aige."

"Ḃfuil aon Ċorcaiġeaċ eile ar an ngárda indiu ?"

"Tá agus beirt—Eoġan Mór agus fear de na Céitinniġiḃ as an gCoill Ruaiḋ."

"Abair le Eoġan Mór teaċt annseo—go beó anois, a Ṫaiḋg !"

I gceann moiméide, ḃí an saiġdiúir eile sa láṫair. Ḃí aiṫne ṁaiṫ ag Ceallaċánaċ an Ġrinn ar an saiġdiúir mór cumasaċ seo, ó ḃí an ḃeirt aca n-a bpáisdiḃ.

"A Eoġain," ars an Ceallaċánaċ, "tá Toṁalltaċ Tréan n-a ṡuiḋe taoḃ amuiġ de ḋoras an ċillín n-ar ċuireaḃair an príosúnaċ. I gceann ceaṫraṁa uaire—agus ar t'anam ná déan roiṁe sin é— aċt i gceann ceaṫraṁa uaire, téiḋ go dtí an doras, agus abair le Toṁalltaċ go h-ugdarásaċ mileaḋta—"

"Céard deirfeas mé, a Ḋonncaḋa ?"

"——abair leis : 'tá fios curta ag Rí Séamus ar Sir Toṁalltaċ— tá an sagart ag fanaċt go ndéanfaiḋ sé an pósaḋ.'"

"Déanfad."

"I gceann ceaṫraṁa uaire—ná déan roiṁe sin é."

"I gceann ceaṫraṁa uaire," ars an saiġdiúir.

"Agus ná dearmaid Sir Toṁalltaiġ tabairt air," ars an Ceallaċánaċ, agus an saiġdiúir ag imteaċt uaṫa.

Má táinic gáiriḋ ar Eoġan Mór, ní ḟaca ceaċtar de'n beirt oifigeaċ é.

“Anois, a Ṫaiḋg,” ars an Ceallaċánaċ, “tasbáin dara doras an ṗriosúin dúinn:”

“An bealaċ seo a Ḋonnċaḋ.”

Leanaḋ é.

“Aċt cé'n ċaoi a ḃfuair tú amaċ, a Ṫaiḋg, bealaċ éaluiġṫe beiṫ as an gcillín sin seaċas aon ċillín eile dá ḃfuil ann?”

Ḃí leisg ar an saiġdiúir aon ċeó a ráḋ faoi sin. Ṫosaiġ sé ag sgríobaḋ a ċinn, aċt focal níor labair.

“B'ḟéarr liom gan é a ráḋ,” ars an saiġdiúir go cuṫalaċ.

“Abair a ḋuine!”

B'éigin dó faoi deire.

“Aréir do h-innsiġeaḋ dom é,” ar seisean, “cailín aimsire atá sa gcaisleán—”

“An cailín deas í, a Ṫaiḋg?” ars an Ceallaċánaċ go soluṁanta, ag baint as Taḋg.

“Ḃí na cillíní eile faoi ġlas, aċt ó teastaiġ uaim an taoḃ istiġ de ċeann aca ḟeiceál—”

“Tú an rógaire, a Ṫaiḋg!” ars an Ceallaċánaċ ag déanaṁ magaiḋ faoi.

Isteaċ i sgioból tug an saiġdiúir an beirt. Ċartaiġ sé roinnt féir ann, agus faoi 'n ḃféar ḃí leac leaṫan. Ṫog sé an leac, agus síos leó i bpoll dorċa. Ṫreóraiġ an saiġdiúir feaḋ sgataiṁ ṁaiṫ sa dorċadas iad. Ṫáiniceadar go balla mar ḃéaḋ balla tiġe ann, aċt ṫasbáin an saiġdiúir dóiḃ cá raiḃ na boltaí iarainn sáiṫte idir na cloċaiḃ. Siúd ag strapadóireaċt suas iad, i dtriúr, go raḃadar i n-áirde ar an mballa, agus poll duḃ dorċa ar an dá taoḃ díoḃ. Ní raiḃ an balla seo mórán ṫar dá ṫroiġ ar leiṫeid, agus na cloċa n-a ḃárr

boġ sġiorraċ, i dtreó go raiḃ sé contaḃairteaċ siuḃal orra sa doirċeaċt. D'imtiġ leó i ndiaiḋ a ċéile, an saiġdiúir i dtosaċ ag déanaṁ eólais ḋóiḃ, an Ceallaċánaċ n-a ḋiaiḋ agus an Doṁnallaċ ar gcúl.

"Seaċain anois," ars an saiġdiúir, agus é n-a ṡeasaṁ.

"Suas leat anois ar mo ġuailniḃ, a Ḋonnċaḋ," ars an saiġdiúir, "agus coinniġeaḋ an Doṁnallaċ greim maiṫ ormsa, ar eagla go sgiorrfainn faoi do ṁeaḋċan."

Rinne aṁlaiḋ, go raiḃ an Ceallaċánaċ 'n-a ṡeasaṁ i n-áirde ar ġuailniḃ an tsaiġdiúra, agus greim aige ar rud éigin a ḃí ós a ċionn.

"Motóċaiḋ tú ádmuid ós do ċionn a Ḋonnċaḋ" ars an saiġdiúir; "brúiġ ḋíot suas é—"

Rinneaḋ sin. Connactas poll ós cionn an tríR, agus do sgal an solus anuas orra tríd an bpoll.

"Beir greim do ḋá láiṁ ar imeall an ṗuill," ars an saiġdiúir, "agus tarraing suas tú féin—nuair a ḃéas do ċeann ar aon dul le imeall an ṗuill, cuirfead-sa, agus an Doṁnallaċ, ár láṁa mar taca faoi do ċosaiḃ, agus annsin, ní stróṁ duit tú féin a tarraingt suas ar fad."

Rinneaḋ sin. Nuair ḃí ceann an Ċeallaċánaiġ i n-áirde tar béal an ṗuill céard d'ḟeicfeaḋ sé tart air aċt cillín agus Brian Óg na nÉaċt ag siuḃal anonn 's anall ann, mar ḃéaḋ leoṁan i sáinn. Áird ní raiḃ aige ar tada, aċt ar a smaointe duaiḃseaċa féin.

Ḃí sé tamall deas gur tug sé faoi deara ceann an ḟir eile ḃeit n-a ċillín. Maraċ an coṁarta rinne an Ceallaċánaċ leis, do sgaoilfeaḋ sé liúġ áṫais uaiḋ. Dá ndéanfaḋ, ḃéaḋ Toṁalltaċ Tréan isteaċ orra ar an bpointe.

Tugaḋ Brian Óg na nÉaċt anuas as a ċillín gan duaḋ. Dúnaḋ an doras éaluiġte arís, agus siúd amaċ iad an

ceaṫrar aca, an bealaċ céadna 's a dtáiniceadar isteaċ, go raḃadar sa sgioból arís.

"Cé na capaill atá faoi do ċúramsa a Ṫaiḋg?" ars an Ceallaċánaċ.

"Eaċ duḃ an Rí; láirín láġaċ leis an Sasanaċ beag sin an leiftenent Langdale—"

"Eaċ an Rí a ḃéas aige, dar m'oineaċ," ars an Ceallaċánaċ, "deaṁan a ṁalairt." Ba mór an greann ag an gCeallaċánaċ é, príosunaċ an Rí ḃeiṫ ag éalú ar ea an Rí, agus saiġdiúirí an rí ag caḃrú leis!

D'imṫiġ an saiġdiúir le eaċ an Rí taḃairt go dtí an doras.

"Aċt ní imṫeóċaiḋ mise gan Isbéal áluinn ḟeiceál; ní imṫeóċaḋ as an áit seo ċoiḋċe go mbeiḋ sí i n-aonḟeaċt liom," ars Brian Óg na nEaċt.

Rinneaḋ magaḋ faoi, aċt ní ḋéarna sé sin aċt an fear óg ḋéanaṁ níos ceanndána, dá mb'ḟéidir.

Ḃí eaċ an Rí faoi ḋiallaiḋ ag an saiġdiúir, aċt cos ní cuirfeaḋ Brian Óg na nEaċt treasna air go mbéaḋ Isbéal leis.

"Láirín láġaċ an tSasanaiġ ḃig sin, an leiftenent Langdale, ḃéas agamsa," arsa glór binn ceólṁar, agus d'eiriġ Isbéal féin amaċ as doirċeaċt an sgiobóil. Leáġ na súile orra uile.

"Ní gaḃaḋ iongnaḋ ḃeiṫ orraiḃ a ḋaoine uaisle," ar sise, go gealġáireaċ, "le mo Ḃrian d'ḟuasgailt ḃí mé ag dul nuair ċualas na glórṫa ċugam. I ḃfalaċ liom annsin, i ndorċadas an sgiobóil, go mbéaḋ an ċontaḃairt ṫart—"

Rug Brian Óg na nEaċt greim ar láiṁ uirri, agus d'ḟáisg.

"——aċt ní contaḃairt a ḃí ann," ar sise go neaṁċúramaċ.

Ḃí láirín láġaċ an tSasanaiġ ag an doras faoi seo, agus níor ṁoill ar an mbeirt leannán ḋul ag marcaiḋeaċt ar an ḋá ċapall, agus siúḋ ċun siuḃail iad tar na maol-ċnuic ar nós siḋ-ġaoite.

Ḃí an Doṁnallaċ ag breatnú orra feaḋ i ḃfad, agus doilġeas air nárḃ é féin a ḃí ar eaċ an Rí, agus Isbéal áluinn de Lása ar an láirín láġaċ le n-a ċois.

"Céarḋ is feárr ḋúinn ḋéanaṁ anois ?" ar sé leis an gCeallaċánaċ.

"Ḋul isteaċ agus ár gcéadṗroinn a ċríoċnú ár nḋóiġ—agus sílim go ḃfuil sé saoṫruiġṫe go maiṫ ag an mbeirt againn."

Ċuadar.

## XV.

Má ḃí an ċéadṗroinn tart ag Rí Séamus agus a ċoṁluadar, ní raiḃ siad imṫiġṫe ó'n mbórd fós. Ní mó ná go raiḃ an Rí agus buairt agus díomḃáiḋ an lae sgarṫa le ċéile. Ḃí sé féin agus na hoifigiġ Sasanaċa sáṫaċ sáṁ soineanta ionnta féin, ṫar éis na proinne maiṫe ċaiṫeadar, aċt maidir leis na hoifigiġiḃ Éireannaċa, mara raiḃ siad faoi ġruaim, ḃíodar an-ġar ḋó. An Coirnéal Mistéal a ḃí ar ḋeis an Rí, níor sgar an ḋá ṁuic sin a ḃí ar na malaiḃ leis ó d'eiriġ sé. Ḃí ár seanċáirde an Ceallaċánaċ agus an Doṁnallaċ tar éis aṫ-ṡuiḋ ċun buird, agus iad ag leagaḋ ar an mbiaḋ mar ḃeirt ḟataċ alpaċ, agus gan aon áird ag an gcoṁluadar orra, ná acu-san ar an gcoṁluadar.

Ḃí an Rí Séamus go soineanta. Ḃí dearmad naċ mór déanta aige ar eaċtraiḃ na hoiḋċe aréir agus na maidne—an ċuileóg a ndeárna sé coṁrac léiṫi, ḃí sí

sin féin imṫiġṫe as a ċeann, dá ṁéid leis a toirt a ṫorann agus a cuṁaċt ċun trioblóide le moċ na maidne.

Le ċoṁ sásta is ḃí an Rí Séamus, ṫar éis ar iṫ sé agus ar ól sé, ṫáinic fonn air sgéal a ṫaitniġ go mór leis a innseaċt.

" Is dóċa nár ċuala siḃ an sgéal faoi Louis XIV. agus an luċóg ariaṁ," ars an Rí ag cur gota na sgéalaiḋeaċta air féin.

Leig oifigeaċ osna ar ċúl a ḃoise.

" An ceann ceanann céadna," ar seisean, " aċt ar ndóiġ, caiṫfear éisteaċt leis arís, agus é ṁolaḋ," agus d'aontuiġ an t-oifigeaċ óg a raiḃ sé ag cogarnġaoil leis, leis an mbaraṁail sin.

" Aċt," ar seisean, " is cuma liom ; go deiṁin is aṁlaiḋ is feárr liom é ; dá uair déag is dá ḟiċead atáim tar éis a ċlos, aċt ó tá geall leiṫċéad ġiní curta agam le Langdale, go gcloisfinn an sgéal céadna sin céad uair roiṁ Lá Luġnasa, dá ṁinice dá gcluinim é, is aṁlaiḋ is feárr liom é."

" . . . . . agus nuair a connaic mo ḃráṫair, Louis, an luċóg ċuige—" ḃí an Rí Séamus ag dul ar aġaiḋ le n-a sgéal, aċt ní raiḃ sé i ndán dó é innseaċt coiḋċe i dtiġ an Lásaiġ.

Ní raiḃ na focla sin as a ḃéal nuair do cluineaḋ an fotram ag an doras.

Stop an Rí agus do ġeit.

" Ní gáḃaḋ an eagla," ars an Coirnéal Misteál go searḃ ; agus ag iompú leis an oifigeaċ Sasanaċ a ḃí ar a ċiotóig, duḃairt—

" Ní sluaġ liaim atá ann," ar sé go niṁneaċ, " ní féadfaidís beiṫ annseo fós, agus an ċaoi ar tasbáin an Rí Séamus an bóṫar adtuaiḋ dúinn-ne."

Má ḃí aon rud le ráḋ ag an oifigeaċ Sasanaċ leis sin, níor ḋuḃraḋ é, mar b' iúḋ isteaċ i látair an úrláir Tomalltaċ Tréan ; agus má ḃí buile ar aon ḟear ariaṁ, ḃí buile ar mo ḋuine. Ḃí eoċair ṁór n-a ċiotóig aige, agus piostal n-a ḋeasóig, agus é ag béiciú, agus dream beag saiġdiúirí 'n-a ḋiaiḋ.

Ḃí sé n-a rí-rá sa seómra.

Nuair d'éisteaḋ leis sé an sgéal mór a ḃí ag Tomalltaċ Tréan aċt go raiḃ an príosúnaċ éaluiġṫe ; gur taiḋḃse ḃí ann, gur eiriġ leis imṫeaċt agus é féin ag coinneál gárda ag an doras ar feaḋ an aċair.

Ġoil an t-éalú ar an rí. Níor taiṫniġ Brian Óg na néaċt leis ar aon tsórt cuma : fealltóir dó féin a ḃí ann cinnte, ṡíl sé ; duine díoḃ siúd gur ṁó leó a dtír ná a rí. Ḃí ceápta aige an smaċt feileaṁnaċ a ċur air le deáġsompla taḃairt dá leiṫéiḋ.

Ḃreaṫnuiġ an rí sgatam beag ar Tomalltaċ Tréan a ḃí ċom corruiġṫe leis an ḃfairrge lá gaoiṫe móire.

" Sílim," ar seisean, agus ḃí an tseanḟéaċaint ṡearḃ n-a ġnúis, " sílim," ar seisean, " gur mó a ḟuaṫ ar an óganaċ, ná a ġean ar an maiġdin ṫugas dó i gcleaṁnas," agus ḃí a ḋá ṡúil niṁneaċ sáiṫte aige i dTomalltaċ Tréan.

Annsin laḃair sé arís ar nós urċair :

" Ar ḟéaċ tú a' raiḃ an óigḃean ċeanndána ġeallas duit éaluiġṫe freisin ? "

Dá mbéaḋ gruaig ar a ċeann do stracfaḋ Tomalltaċ Tréan as na fréaṁaċaiḃ í.

" Marar ḟéaċ," ars an Rí, " má rinne tú dearmad ar an maiġdin, toisg an fuaṫ ḃí agat ar an óganaċ, ní ṡílim go ndeárna seisean a leiṫéiḋ de ḋearmad," agus ċuaiḋ sé sna triṫiḃ gáiriḋ cruaiḋ.

B'ḟíor do'n Rí é. Ṫáinic sgéala isteaċ ar an látair

*tritheamh, pl. -thí : convulsion, fit; tricheamh, fit, cough.

sin go raiḃ Isbéal imṫiġṫe freisin. B'éigin breiṫ ar Ṫomalltaċ Tréan agus é ċur faoi ġlas.

"Agus anois, a ḋaoine uaisle," ars an Rí, "tá súil agam naċ gcuirfear isteaċ ar mo sgéal arís: mar duḃras ċeana, ḃí an luċóg ag déanaṁ ar mo ḃráṫair Louis—"

Aċt cuireaḋ isteaċ arís air.

"Sgéala do'n Rí ró-uasal agus do'n ċuideaċtain uile!" arsa teaċtaire ḃí ag an doras, "an long go raḃtas ag súil léiṫi, tá sí ag fanaċt sa gcuan go ḃfuiġe an caiptín a ċuid órduiġṫe ó Rí Séamus," agus ċas sé ar a ṡáil agus d'imṫiġ.

"Buiḋeaċas mór le Dia," ars an Rí, "goḃféadfaiḋ mé an tír uaṫḃásaċ ṁallaiġṫe seo d'ḟáġáil fá ḋeóiġ!"

Aċt an rud aduḃairt an Coirnéal Misdéal ag ós íseal faoi na ḟiaclaiḃ, níor cluineaḋ é; dá mbéaḋ ḟios ag an sgéalaiḋe seo é, ní móide go sgríoḃfaḋ sé síos é, aċt an oiread is do sgríoḃfaḋ sé síos an rud aduḃairt Seamus Stuart, Rí na hAlban agus na nOileán, Ṡasana, Éireann agus na Frainnce nuair a fuair sé amaċ gur ḟuadaiġ an t-ógánaċ go raiḃ sé ar tí a smaċtaiġṫe, an t-eaċ mear duḃ ṫug slán ó Ḃóinn é.

Bíonn an náire ann. . . . .

* * * *

Ḃí an Rí Séamus, agus a ṁuinntir féin, sa mbád beag leis an luing a ḃí ar ancoire sa gcuan. Mara raiḃ an Rí as raḋarc, ḃí sé as éisteaċt.

Ḃí dream beag d'oifigiġiḃ an Airm Éireannaiġ n-a seasaṁ ag ceann na céiḃe ag breaṫnú uata ar an mbád beag n-a raiḃ an Rí. Focal ní raiḃ ó aon duine, aċt iad uile go léir ag déanaṁ a maċtnaiṁ, de réir a nDúṫċais agus a n-oileaṁna.

D'éirigh an Coirnéal Mistéal amach as an dream beag oifigeach a bhí ann, agus do labhair go sollamanta :

"A dhaoine uaisle," ar seisean, "is ar son Rí Sasana do throideabhar cois Bóinne ; aon fear díobh atá sásta troid ar son na hÉireann feasta, cuireadh se a chlaidheamh i n-áirde."

Do sgal dá sgór claidheamh i solus na gréine.

"Dar ár gclaidhmhte, is ar son na hÉireann, agus ar son na hÉireann amháin a throidfeas sinn feasta," arsa gach oifigeach dá raibh ann.

Chonnaic an Rí Séamus claidhmhte na n-oifigeach nÉireannach ag deallramh faoi sholus na gréine, agus ba dhóigh leis gur le omós agus le dílseacht dó féin bhíodar i n-áirde aca.

Bhain an Rí Séamus a hata de i n-omós do na fearaibh troid ar a shon.

Níor tugadh faoi deara marcach fir agus marcach mná ag déanamh ar an mbuidhin oifigeach go rabhadar sa láthair.

"Ar son na hÉireann, agus ar son na hÉireann amháin feasta," arsa Brian Óg na néacht, agus suas le n-a dheasóig nuair nach raibh aon chlaidheamh aige.

"Agus mara bhféadfaidh mise claidheamh oibriú i lár an chatha," arsa Isbéal álainn de Lása go cuthalach, "cá bhfios nach mbéinn i n-ann mo chion féin a dhéanamh, ar bhealach eile," agus do chroch sise suas a lámh ar nós a fir nuadhphósta.

Agus ní raibh oifigeach ann nach raibh cinnte dearbhtha dhí. Tuige nach mbéadh—bean bhí tar éis fear nach bhfaca sí, de'n chéad uair, acht aréir roimhe sin a phósadh—nach raibh n-a leithéid siúd gníomhartha níos mó fós a dhéanamh ?

A Chríoch san.

